EDITED BY NORMA BORTH

**No. 1.**

# Aesop

## a ṫáinig go h-Éirinn

1

ÆSOP'S FABLES IN IRISH—PART I.


BY THE REV. PETER O'LEARY, P.P.


*(Second Edition).*


**Dublin:**

THE IRISH BOOK COMPANY,
35 UPPER O'CONNELL STREET.
1902.

**Price One Penny. By Post Three-Halfpence.**

"Tuigim ag... léigim,
Aċ tuigean fear léiginn leaṫ-ḟocal."

# The Léigean Éirean Series.

EDITED BY NORMA BORTHWICK.

## NO. 2.

# Ceól-Síḋe

an dara cuid

.i.

an dara cnuasaċ beag d'aḃránaiḃ Gaeḋilge

do ċuir

nórma ḃórtuic

i n-eagair.

IRISH SONGS.—PART II.

Dublin:
THE IRISH BOOK COMPANY,
35 Upper O'Connell Street.
1900.

# Dán-ṁolaḋ na Gaeḋilge.

Toirḋealḃaċ Ua Cearḃalláin do ċúm.

Fonn—"*The Princess Royal.*"

---

'S í 'n teanga Ġaeḋilge 's greanta cló,
Go blasda léiġtear í mar ċeol,
'S í ċanaḋ bréiṫre binn-ġuiṫ beóil,
'S is fíor gur mór a h-áitreaḃ.
Ní'l teanga ar doṁan dá breáġtaċt í,
Le blas a's fonn nár ṡáruiġ sí,
'S go ceart do laḃraiḋ dáiṁe linn
Na dánta 's ceol, do ḟaġáil 'na cóir;
A's seanaċus na ríoġ-ḟlaiṫ mór,
A's saoiṫe cróḋa Ċláir-Luirc.

Dá mbéiḋeaḋ ríġṫe Éireann fós
'Na suiḋe 'san ríoġaċt i gcéim 's i gcoróin
Ba binn siollaiḋe na Gaeḋilge leo
Ar ċaoin-ċruit ċeoil a's táiḃleis.
Béiḋ fileaḋa léiġinn go sásta sóġaċ,
Ag déanaḋ saoṫair dánta ḋóiḃ;
Gaċ éigeas díoḃ 'san árus mór,
Ag molaḋ 'n ríġ 'sa sár-ṁaiṫ-ġníoṁ
'Sa ṡinsir uaisle ṫréana ġroiḋe,
'S i gcríoċaiḃ Ḟódla 'n ársaċt'.

Do ḃeiḋeaḋ saoġal órḋa 's Éire 'rís
Le saiḋḃreas, cóṁaċt, réim a's bríġ;
Luċt léiġinn faoi ṁór-ċaiṫréim san ríġeaċt,
A's tréan-luċt díbirt náṁad.
D'éireóġaḋ 'n Ġaeḋilig i gcéimiḃ árd
I gcló 's i gcéill tar Ḃéarla ċáiċ,
A's startha na nGaeḋil d'á léiġeaḋ go ġnáṫ
A's seanaċaiḋeaċt
A's teagasg Ċríost
A's diaḋairiḋe Dé go séiṁ do ṡíor
Ag léir-ṁíniuġaḋ dliġe neaṁḋa.

I.

# An Draiġneán Donn.

---

Silean ceud fear gur leó féin mé nuair ólaim lionn,
'S téiḋean dá dtrian síos díom ag cuiṁne ar do ċomráḋ liom;
Sneaċta séiḋte 's é d'á ṡíor-ċur ar Sliaḃ na mBan fionn,
'S tá mo ġráḋ-sa mar ḃláṫ na n-áirne ar an draiġneán donn.

Dá mbéinn am ḃádóir is deas do ṡnáṁfainn an ḟairge anonn,
'S do sgríḃfinn ċugat líne le bárr mo ṗeann;
Faraoir geur! gan mé a's tú a ċráiḋ mo ċroiḋe
I ngleanntán sléiḃe le h-éirġe gréine 's an drúċt 'na luiġe!

Cuirim féin mo ṁíle slán leat, a ḃaile na gcrann,
'S gaċ baile eile dá mbíoḋ mo ṫriall ann;
Is iomḋa bealaċ fliuċ, salaċ agus bóiṫrín cam
'Tá idir mé 'gus an baile 'na ḃfuil mo stóirín ann!

Taḃair do ṁallaċt do t'aṫair 's dod' ṁáṫairín féin,
Nár ṫug beagán tuigsiona ḋuit mo láiṁ do léiġeaṁ;
Is moċ ar maidin ċuirfinn ċuġatsa bríġ mo sgéil,
Ḃíoḋ mo ḃeannaċt agat go gcasfar ort i n-uaigneas mé.

A Ṁuire ḋíleas! creud do ḋeunfad má imṫiġean tú uaim!
Ní'l eolus ċum do ṫiġe agam, do ṫeaġlaiġ, ná do ċlúid;
Tá mo ṁáṫairín faoi leaṫ-trom 's m'aṫair san uaiġ,
Tá mo ṁuintir ar fad a ḃfearg liom, 's mo ġráḋ a ḃfad uaim!

Má's ag imṫeaċt atáir uaim anois, a ṁúirnín, go ḃfilleaḋ tú slán!
Is dearḃṫa gur ṁairḃ tú mo ċroiḋe in mo lár;
Ní'l coite agam do ċuirfinn ad' ḋiaiġ, ná bád,
Tá an ḟairge na tuilte eadrainn 's ní h-eól dom snáṁ!

# An Spailpín Fánaċ.

Go deó deó 'rís ní raġad go Caiseal
Ag díol ná reic mo ṡláinte ;
Ná ar ṁargaḋ na saoire am ṡuiġe cois balla,
Am sgaoinsi ar leaṫ-taoiḃ sráide :—
Bodairí na tíre ag tíġeaċt ar a gcapaill,
D'á ḟiafraiḋe an bfuilim hírálta,
Ó, teanam ċum siubail, tá'n cúrsa fada
Seo ar siubal an Spailpín Fánaċ !

Am Spailpín Fánaċ fágaḋ mise,
Ag seasaṁ ar mo ṡláinte ;
Ag siubal an drúċta go moċ ar maidin,
'S ag bailiuġaḋ galair ráiṫe !
Ní ḟeicfear corán am láiṁ ċum bainte,
Súist ná feac beag ráinne,
Aċt *colours* na bFranncaċ ós cionn mo leaptan,
'S *pike* agam ċum sáiḋte.

Go Callain 'nuair ṫéiḋim 's mo *hook* am' ġlaic,
'S mé ann sud a dtosaċ geárṫa ;
'S 'nuair ṫéiḋim go Dúiblinn 'sé clú ḃíon aca,
Seo ċúġaiḃ an Spailpín Fánaċ :
Cruinneóċaiḋ me ciall 's triallfad a ḃaile,
'S claoiḋfead seal le m' ṁáiṫrín ;
'S go bráṫ arís ní ġlaoḋfar m'ainim,
San tír seo " An Spailpín Fánaċ !"

Mo ċúig céad slán ċum dúṫaiġe m'aṫar,
Agus ċum an Oileáin ġráḋṁar ;
'S ċum buaċaillí na Cúlaċ ós díoḃ nár ṁisde,
A n-aimsir ċarda na gárdan :—
Aċt anois ó táimse am' ċáin boċt dealḃ,
A measg na ndúṫaiġe fágain seo,
'Sé mo ċúṁa croiḋe mar fuair mé an ġairm
Ḃeiṫ riaṁ am' " Spailpín Fánaċ !"

I gCiarraiġe an ġrinn do ġeaḃtaoi an aindir
Go m'ḟonn le fear suiġe láṁ léi ;
Na mbeiḋ lasaḋ trí litir 'na gnaoi mar alaḋ,
'Sa cúilḟionn fada fáinneaċ ;
A cruinne ċíoċa riaṁ nár sgaipeaḋ,
'S a mala ċaol mar ṡnáiṫid ;
'S mór go m'ḟeárr liom í 'ná sraoill o Ċallain
Na mbeiḋ' na céadta punt le faġáil léi !

Is ró ḃreáġ is cuiṁin liom mo ḋaoine ḃeiṫ sealaḋ
Ṡiar ag droiċeaḋ Gáile,
Faoi ḃuaiḃ, faoi ċaoire, faoi laoiġ beag geala,
'Gus capaill ann le h-áirioṁ :—
B'é toil Ċríost gur cuireaḋ sinn arda,
'S go ndeaċamair a leaṫ ár sláinte ;
'S gur b'é ḃris mo ċroiḋe i ngaċ tír d'á raċaim,
*Call here you* " Spailpín Fánaċ !"

Dá dtigeaḋ an Franncaċ anall tar calaiṫ,
'S a ċampa daingion, láidir,
Agus Ḃóic O Gráda ċúġainn a ḃaile,
'S Taḋg boċt fial Ó Dálaiġ :—
Do ḃéaḋ *Barracks* an ríġ go léir d'á leagaḋ,
Agus *yeomen* againn d'á gcárnaḋ ;
Clanna Gaoḋal gaċ am ansan 'á dtreasgairt,
Sin cabair ag an " Spailpín Fánaċ !"

—— : o : ——

## CAISEAL MUṀAN.

Fonn—" Clár bog déil."

Do ṗósfainn ṫú gan ba, gan púint, gan áireaṁ spré,
A ċuid de'n tsaoiġil le toil do ṁuintir' dá mb'áil leat mé ;
'Sé mo ġalar dubaċ gan mé 'gus tú, a ḋian-ġráḋ mo ċléiḃ,
I gCaiseal Muṁan, 's gan de leaba fúinn aċt clár bog déil.

Siúḃail, a ċogar, a's tar a ċodla liom féin sa ġleann,
Ġeaḃaiḋ tú fosgaḋ leaba ḟlocuis agus aer cois aḃann ;
Béiḋ na sruṫa ag gaḃáil ṫarainn, faoi ġeugaiḃ crann,
Béiḋ an lon duḃ 'nár ḃfoċair, a's an ċéirseaċ ann.

Searc mo ċléiḃ do ṫug mé féin duit, a's gráḋ tre rún,
'Dá dtigeaḋ sé do ċor 'sa tsaoġal go mbéinn féin a's tú
Ceangal cléire eadrainn araon 's an fáinne dluṫ ;
A's dá ḃfeicfinn féin mo ṡearc ag aon ḟear ġeiḃinn bás lé cúṁaiḋ.

Dia Doṁnaiġ nuair a ċíḋinn ag an dteampoll í,
Falluing riabaċ a's ribín uaiṫne uirṫe anonn mar ġnaoi,
Agus gúna do sguabfaḋ na gleannta fraoiċ——
Oċ ! 'sé mo ḃuaireaḋ mar do luaiḋeaḋ liom 'na maiġdean í !

Tá úr píob ag mo ṁúirnín, 's a brágaid mar aol,
A cúilín carda buacalaċ ag fás go feur ;
'S é mo ċúṁa níṁe naċ san úir ṡíos do ḟágaḋ mé
Sul a s'tiúruiġeaḋ mé i gcúigiḃ a's mo ġráḋ ṫar m'éis.

## SLÁINTE NA nGAEḊEAL.

Taḋg mac Suiḃne do ċúm.

Fonn—"*The Bonny Banks o' Loch Lomond.*"

Ríġeaċt geal fuair ar neaṁ a's gaċ árd-ṁaiṫeas Dé
Do gaċ fíor-ḟear groíḋe a's gaċ spéir-ḃean ;
Siúd uile d'ár sinnsior b'aoírde clú roiṁ ré,
Seo mo ṁíle míle searc leó, 'gus léir-ġean.
Ó, líon corn óir liom le fíon nó le beoir liom,
Go n-ólfamuíd deoċ na bFian Éireann ;
Slán beó le n-ár muíntir do ṡíolraċ Clann-na-nGaeḋeal,
Agus sláinte sláinte síor le sean Éirinn !

Ceud slán agus buaḋ ! Ceud slán le gaċ craoḃ
Ar an bpríoṁ-stoc buan cine Gaeḋealaiġ,
Ṡoir, ṡiar, ṫeas nó ṫuaiġ i n-Innis geal na Naoṁ,
Go raiḃ sonas fada fial ar gaċ geug díoḃ.
Ó, líon corn óir liom, ⁊rl.

Fad saoġal fós 'gus neart le gaċ deóraiḋe tar sáil'
'Sé mo ḃrón gaċ ló a's mo ḋólás
Gan iad a ḃeiṫ slán ar ḃántaiḃ Innisfáil
Aċt so sláinte geal mo ċroiḋe leó mar ṡólás.
Ó, líon corn óir liom, ⁊rl.

Tá crann óg a' fás agus clann óg gan baoġal
Fós le teaċt ċúġainn d'ḟíor-slioċt na féile
Líon suas cupán cóir ! Líon dorus-deoċ na nGaeḋeal,
Agus taosgaimíd an corn leo le céile.
Ó, líon corn óir liom, ⁊rl.

—:o:—

## DRUIMḞIONN DONN DÍLIS.

A Ḋruimḟionn donn dílis,
A ṡíoda na mbó,
Cá ngabann tú san oiḋċe
'S cá mbíon tú sa ló ?
Ḃíon mise ar na coillte
A's mo ḃuaċaill am' ċóṁair
Agus d'ḟág sé siúd mise
Ag silleaḋ na ndeór.

Ní'l fearann, ní'l tíġear agam,
Ní'l fíonta ná ceól,
Ní'l flaiṫiḃ am' ċoíṁdeaċt,
Ní'l saoiṫe ná slóġ;
Aċt ag síor-ól an uisge
Go minic sá' ló,
Agus beaṫ-uisge 's fíon
Ag mo náiṁdiḃ ar ḃórd.

Dá ḃfaiġinn-se cead aiġnis,
Nó raḋarc ar an gcoróin,
Sasanaiġ do leiḋbfinn
Mar do leiḋbfinn sean ḃróg
Trí ċnocaiḃ, trí ailltiḃ,
'S trí ġleanntaiḃ duḃa ceóig
Agus siúd mar a ḃreugfinn-se
An Druimḟionn donn óg.

—:o:—

## Caiṫeaṁ an Ġlais.

An t-Aṫair Eoġan ua Graṁna d'aistriġ.

Fonn—"*The Wearing of the Green.*"

A Ṗáid, a stóir, an gcualais fós go ndearnaḋ aiṫne 's dliġe
Gan seamróg beiṫ ag fás i gcré na h-Éireann feasta coiḋċ'?
Gan lá ḟéil' Pádraig caiṫeaṁ, gan duille glas beiṫ 'r ḟáġail
Ar fear nó ṁnaoi—siud é an dliġe ar Sasana anall!
Ó! casaḋ Napper Tandi ḋam, a's rug sé ar mo láiṁ,
"Cia'n ċaoi," ar sé, "ḃfuil Éire ḃoċt, nó ḃfuil sí fós d'á craḋ?"
"'Sí an tír is boiċte cráiḋte í d'á ḃfuil san doṁan ar fad,
Gaċ fear a's bean a ċaitear glas d'á gcroċaḋ suas gan stad."

Má's é an daṫ atá le caiṫeaṁ a ndearg fuilteaċ féin,
Ó! cuirfiḋ sé i gcuiṁne dúinn an ḟuil do ḋóirt na treun.
Cuir ḋíot, mar sin, an tseamróg, caiṫ uait í, aċt ná saoil
Naċ gcuirfiḋ sí a freuṁa síos: ní h-eagal dí, ní baoġal.
Nuair a ċoisgfear dliġe na Sasanaċ an feur ó ḃeiṫ ag fás,
Nuair a ċoisgfear sé an duilleabar ins an samraḋ ó ḃeiṫ glas,
Ó! bainfiḋ mé an tseamróg de mo ċáibín an lá úd,
Aċt leanfaiḋ mé, le congnaḋ Dé, do'n duille glas go súd.

—— : o : ——

## MÁIRÍN.

An Ċraoiḃín Aoiḃinn d'aistriġ ó'n abrán Ḃeurla do sgríoḃ Proinsias ua Fataiġ.

Fonn—"Máirín."

Is iomḋa abrán binn
Do rinneas le mo linn,
Agus leanfaiḋ mé do sin, má ṁairim beó;
Aċt éist', a ḃuaċaillíḋ,
Le rann anois do ṁnaoi,
Do'n ċailín deas do ġoid mo ċroiḋe go deó.
Grάḋ mo ċroiḋe mo ċúilín,
Sláinte geal mo ṁúirnín,
Ólfaiḋ mise sin ar gloine lán;
Do rug tú leat an ċraoiḃ
Ó'n tír ó ṫaoḃ go taoḃ,
Agus grάḋ mo ċroiḋe do ċúilín bán.

Ní ṡéanfaiḋ mé cia h-í
'Sí Máirín grάḋ mo ċroiḋe,
Is deas an t-ainm é ar ċailín óg;
An t-ainm eile 'tá
Le fada ar mo ġrάḋ
'S gearr go meallfaiḋ mise uaiṫi é le póig.
Grάḋ mo ċroiḋe, ⁊c.

Má tá sí boċt gan stór
Tá sláinte 'ci go leór,
Is díol fir ar biṫ i n-Éirinn í,
Aċt dá mbéiḋ' lásaiḋ óir
Ag lasaḋ ar mo stór,
Ní ḃéiḋ' sí níos áille 'ná tá sí.
Gráḋ mo ċroiḋe, ⁊rl.

Is cuma liom-sa ór
Ní'l meas agam ar stór,
(Is beag aca 'tá ar mo ḟeilḃ féin !)
Aċt b'ḟearr liom gráḋ mo ċroiḋe
'Ná ḃeiṫ i gcúirt an ríġ
Le bainrioġan ar biṫ d'á ḃfuil faoi ġréin.
Gráḋ mo ċroiḋe, ⁊rl.

'Sé deir mo ṁuinntir féin
Go mbiḋim ar diṫ-ċéill'
'S naċ mbéiḋ mé socruiġṫe go lá an Luain,
Aċt fan go ḃfáġ' mé í,
An ḃean do ċráiḋ mo ċroiḋe,
Agus béiḋ mé níos socra 'ná an t-uan.
Gráḋ mo ċroiḋe, ⁊rl.

—:o:—

## IS TRUAĠ GAN PEATA AN ṀAOIR AGAM.

Is truaġ gan peata 'n ṁaoir agam,
Is truaġ gan peata 'n ṁaoir agam,
Is truaġ gan peata 'n ṁaoir agam,
'S na caoiriġ beaga bána.
A's ó goirim, goirim ṫú
Is gráḋ mo ċroiḋe gan ċeilig ṫú,
A's ó goirim, goirim ṫú,
'S tú peata beag do ṁáṫar.

Is truaġ gan maoilín bán agam,
Is truaġ gan maoilín bán agam,
Is truaġ gan maoilín bán agam,
A's fáilte ó mo ġráḋ geal.
A's ó goirim, goirim ṫú, ⁊rl.

Is truaġ gan bólaċt bainne agam,
Is truaġ gan bólaċt bainne agam,
Is truaġ gan bólaċt bainne agam,
A's Cáitín ó n-a máṫair.
A's ó goirim, goirim ṫú, ⁊rl.

## AR ÉIRINN NÍ 'NEÓSAINN CIA H-Í.

Aréir a's mé téarnaṁ ar neoin
  Ar an taoiḃ eile do'n teóra 'na mbím,
Do ṫaoḃnaiġ an spéir-ḃean am' ċóir
  D'ḟág taomnaċ, breoite, lag, sinn.
Do ġéillear d'á méinn 's d'á clóḋ,
  D'á beul tanaiḋ beó-ṁilis bínn,
'S gur léim mé fá ḋéin dul 'na cóṁair,
  'S ar Éirinn ní 'neósainn cia h-í !

Dá ngéillfeaḋ an spéir-ḃean dom' ġlór
  Iriad ráiḋte mo ḃeoil do ḃeiṫ fíor ;
Go deiṁin duit do ḋéanfainn do ġnó,
  Do léir ċuir i gcóir 's i gcríċ ;
Do léiġfinn go léir stair dom' stór,
  'S ba ṁéinn liom a pógaḋ óm' ċroiḋe,
Do ḃéarfainn an ċraoḃ dí 'na dóiḋ,
  'S ar Éirinn ní 'neósainn cia h-í !

Tá spéirḃruinneall maorḋa moḋaṁuil óg
  Ar an taoiḃ eile do'n teóra 'na mbím,
Tá féile 'gus daonaċt a's meón
  A's deise ró ṁór ins an mnaoi ;
Tá folta léi ag tuitim go feór
  Go cocánaċ ómraċ buiḋe,
Tá lasa 'na leacain mar rós
  'S ar Éirinn ní 'neósainn cia h-í !

—:o:—

## EOĠAN CÓIR.

Naċ é seo an sgeul deacraċ san tír-se
  A n-anacair ċroiḋe 'gus ḃróin,
Ó ḟágas sé Creagán an líne
  Go dtéiḋ sé go dtí an Fál mór.
A leiṫéid de sgreadaċ 's de ċaoine
  Níor cluineaḋ 'san tír-se fós,
Giḋ ní ḟuil againne a n-iongna
  Ó cailleaḋ, faraoir ! Eoġan Cóir.

Ḃí gnaoi agus gean ag gaċ n-aon air,
  An sean-duine críona 's an t-óg,
Ḃí an saiḋḃir 's an daiḋḃir i ngráḋ leis
  Mar ġeall ar a ċroiḋe maiṫ mór.
Le toġa 's le roġa na tíre
  Do ċaiṫeaḋ sé píopaí óir,
'S le daoine boċt' eile níor spíd leis
  Buidéal de'n tríbín d'ól.

Tá Antoine ua Gabáin ag caoineaḋ,
A's ní Seáġan ua Baoiġill a ḃfad beo,
Ó cailleaḋ a gcaraid san tír seo
'Sé d'ḟágfaiḋ a gcroiḋe faoi ḃrón;
An anacair ċaṫair níor síneaḋ,
'Sé ṁeasaim, fá liag ná fód
Aon neaċ ba ṁeasa do'n dís-se
'Ná an duine boċt maol, Eoġan Cóir.

Ba ró ṁaiṫ ag tógáil an ċíosa é,
Ba ḃeag aige mí nó dó,
Go ndíoltaí an bó ar an aonaċ,
Nó an giota do ḃíoḋ 'san tseól.
'Sé duḃairt Séamus Ṗeadair ṁic Riaḃaiġ,
A's é ag agairt ar Ríġ na ndeór,
Do réir mar ḃí seisean do ḋaoiniḃ
Gurab aṁlaiḋ ḃeiḋ Críosta ḋó.

Aon agus seaċt ins a' líne,
Agus oċt do ċur síos faoi ḋó,
Trá ġlac seisean cead le na daoine
Agus níor laḃair sé gíog níos mó.
Tá sé dearbṫa, sgríoḃṫa,
Gur talaṁ is críoċ gaċ beó,
A's ċoṁ ḟad a's béimíd sa tsaoġal so
Cá misde ḋúinn braon beag d'ól!

—— : o : ——

## MÁIRE NÍ H-EIḊIN

nó

## AN PÓSAIḊ GLÉGEAL.

Raifteri File do ċúm.

(Do sgríoḃaḋ an t-abrán so síos ó ḃeul Ṫomáis uí h-Eiḋin, i gCilltartan, i gConndae na Gaillime.)

---

Ḋul ċuig an Aifrionn dom le toil na ngrásta
Do ḃí an lá báisteaċ agus d'árduiġ gaoṫ,
Casaḋ an ainnir liom le taoiḃ Ċilltartan
Agus ṫuit mé láitreaċ i ngráḋ le mnaoi.
Lean mé dise go múinte mánla
'S a réir a cáileaċt 'seaḋ d'ḟreagair sí,
'Sé duḃairt sí, Raifteri, tá m'inntinn sásta
Agus gluais go lá liom go Ḃail'-uí-Liaġ.

Ó fuair mé an tairsgint níor leig mé ar cáirde é,
Rinne mé gáire agus ġeit mo ċroiḋe;
Ní raiḃ le dul againn aċt tarsna páirce
'S ní ṫug muid an lá linn aċt go tóin a' tiġe.
Leagaḋ ċugainn bord a raiḃ gloine agus cárta air,
Agus cúilḟionn fáinneaċ le m'ais 'na suiḋe,
'Sé duḃairt sí, Raifteri, bí 'g ól 's céad fáilte,
Tá'n soiléar láidir i mḂail'-uí-Liaġ.

Is aoiḃinn aeraċ ar ṫaoiḃ an tsléiḃe
Ag breaṫnuġaḋ síos ar Ḃaile-uí-Liaġ,
Ag siúḃal annsna gleanntaiḃ 'baint cnó agus smeura.
A's ceileaḃar eun ann mar ceólta síḋe.
Cia'n ḃrig san méad súd go ḃfaiġfeá léirsgus
Ar ḃláṫ na gcraoḃ atá le do ṫaoiḃ
Ní'l maiṫ d'á ḟeunaḋ, 's ná ceil ar aoinne
'Sí spéir na gréine do ḃreóiḋ mo ċroiḋe.

Ṡiúḃal mé Sacsana 's an Ḟrainc le ċéile,
An Spáin 's an Gréag agus ar m'ais arís,
Ó bruaċ Loċ Gréine go Ḃéal na Céiḃe
'S ní ḟacaiḋ mé féirín ba ḋeise 'ná í.
Dá mbéinn-se pósta le bláṫ na h-óige
Tré Loċ-an-Tóraic do leanfainn í,
Cuanta 's cóstaiḋ go siuḃalfainn a's bóiṫre
Andiaiġ an tseóid-ḃean 'tá i mḂail'-uí-Liaġ.

'Sí Máire ní h-Eiḋin an stáid-ḃean ḃeusaċ
Ba ḋeise méin agus b'áille gnaoi,
Dá ċéad cléireaċ 's a gcur le ċéile
Agus trian a tseiṫe ní ḟéudfaḋ sgríoḃ.
Ḃuail sí Déirdre le breáċtas a's Ḃénus
'S dá n-abraiġinn Helen le'r sgriosaḋ an Traoi,
Aċt is sgoṫ ban Éireann ar uċt an ṁéid sin
An pósaiḋ gléġeal 'tá i mḂail'-uí-Liaġ.

Tá a folt ag casaḋ léi ar ḋaṫ na smeura
'Na soillse raé-geal 'na diaiġ 'san drúċt,
An solus lasta 'na brollaċ gléġeal
Do ḟág na céadta fear i ngalar dúḃaċ,
A ḃráġaid is gile 'ná an sneaċta ag séideaḋ
Is luṫṁar eudtrom a cosa ag siuḃal,
'S mo riġ dá mbéinn-se mar Iulius Caesar
Do ḋeunfainn réiḋteaċ le bláṫ na n-úḃall.

A reultain an tsoluis 's a ġrian an ḟóġṁair,
A ċúilḟionn ómra agus a ċuid de'n tsaoġal,
An ngluaisfeá liom-sa faoi ċóṁair an Ḋóṁnaiġ
Nó go ndeunfamuid cóṁairle cá mbéiḋ ár suiḋe.
Níor ṁór liom ceól duit gaċ aon oiḋċe Ḋóṁnaiġ,
Punch ar bord agus dá n-ólfá fíon;
Aċt a Ríġ na Glóire! go dtriomiġ an bóṫar
Go ḃfaġ mé an t-eólas go Ḃail'-uí-Liaġ!

——:o:——

## AN MAIDRÍN RUAḊ.

Maidin Dé Luain cois gleann' dom do ċuaḋas,
A's mé 'g cur tuairisg mo ġéana,
Do ḟuaireas a dtuairisg do ċuadar suas
Leis an Maidrín Ruaḋ a's é ar saoṫar.
Greadaḋ croiḋe cráiḋte ort, a ṁaidrín ġránda,
Do ruġ uaim m'ál breáġ géana,
Mo ċearca beaga bána, mo ċoiliġ beaga Márta
A's mo laċain beaga b'ḟearr a ḃí i n-Éirinn.
An Maidrín Ruaḋ ruaḋ, ruaḋ ruaḋ ruaḋ,
An Maidrín Ruaḋ 'tá gránda;
An Maidrín Ruaḋ 'na luiġe sa luaċair
A's bárr a dá ċluas i n-áirde!

Is ró ḃreaġ an sólás ar bairdeaḋ nó ar pósaḋ
Ceann nó dó dom' ġéana,
Nó blaise d'á gcuid feóla ṫaḃairt do ḋuine ḃreóite
Naċ gcoimeadaḋ sé gan dreoċaint sa ċré iad?
Ní'l aon aingir ins a' Ṁuṁain le ċéile
Sagart ná uġdar céille
Ġeoḃaḋ blaise d'á gcuid soup ar maidin no ar nóin
'Ná go mb'ḟearr leo rúd 'ná daor phunch.
An Maidrín Ruaḋ ruaḋ, ⁊rl.

Do ḃronnas a gclúṁ mar aḃḃar leaptan ar an diúc,
A's ba ḋeacair dom é ṫaḃairt ar aon rud,
Ní raiḃ cleite ar a ndrom ó na méirsgí ar a mbun
Naċ raiḃ airgead raṁar dom féin sin.
Ní ṫaḃarfainn iad ar saiḃḃreas Deumair,
Ní ḟeudfinn deunaṁ d'á n-euġmuis,
A's dá gcuirinn-se a gcríċ gaċ a mbeirid siad d'uiḃ
Do ḋíolfaḋ siad mo ċíos dom gaċ féile.
An Maidrín Ruaḋ ruaḋ, ⁊rl.

* * * * * *

Níor stad sé ag an stáir sin ó Ḃaile-an-Áṫiġ
 Go Drommonaiġ gan spás ó éinne,
I gcoill Cille-'a-Ḃráṫar d'éiriġ an lá air,
 A's a mbarra a' ċnocáin do léim sé.
Ní'l aon ċapall ins an Ṁuṁain le ċéile
 Ná ċuaiḋ ins an stáir sin go Raoṫaill;
I mbarra Ṡléiḃ' Luaċra i dtalaṁ do ċuaiḋ sé,
 A's geallaim-se go rug sé an sway orainn.
  An Maidrín Ruaḋ ruaḋ, ⁊c.

---

Dreoċaint. rotting. Méirsre, a scar (referring here to the rough skin on the feet of a goose). Stáir, a heat (of running).

—:o:—

## EÓĊAILL.

Maidin Ḋóṁnaiġ a's mé ag dul go h-Eóċaill,
 Casaḋ an óig-ḃean orm sa tsliġe;
A gruaḋ ar lasaḋ mar rós i ngáirdín,
 'S ba ḃinne a béilín 'ná na ceólta síḋe;
Leag mé láṁ ar a brágaid le mórtais,
 Agus d'iarr mé póigín ar stór mo ċroiḋe;
'Sé duḃairt sí, "Stad, a's ná strac mo ċlóca,
 'S gan fios an ġnóṫa so ag bean do ṫiġe."

'Seó mo láṁ duit nać ḃfuilim pósta,
 'S gur buaċaill óg mé ṫug grean do ṁnaoi,
'S dá dtriallfá liom-sa ar ais go h-Eóċaill
 Go ḃfuiġfeá ómóid mar ġeoḃaḋ bean tiġe.
Ċuirfinn culaiṫ síoda i gceart 's i gcóir ort,
 Gúna, clóca agus caipisín,
Ḃéiḋ píopa dram agat de'n ḟíon 's de'n ḃeóraiġ,
 'S do leanḃ dóiġeaṁail ag tarraing díġe."

"Tá mé i n-aṁras go ḃfuil tú pósta;
 Ná cuir aon stró orm ag siuḃal na sliġe,
Ó, fill ar ais ċum na tíre is cóir duit—
 Is ann, is dóiġ liom, atá do ṁaoin;
Óir gaċ a ngeallann tú, ní ḋein tú a ċoṁallaḋ,
 'S ní ṡiúḃalfá an ród liom aċt seal de'n oiḋ'e.
Aċt do sgaoilfeá a baile mé gan fiú na bróige,
 A's fuair mé cóṁairle gan a ḃeiṫ ad' líon."

"Ar ṫeaċt an earraiġ tá mo ṫriall go Sasana;
 A rún 's a annsaċt, ḃí liom sa tsliġe;
A's ar ṫeaċt an tsaṁraiḋ tá mo ṫriall go Flandras
 'S gan agam aċt aṁras go ḃfillead ċoiḋ'e.

Á stór 's a annsaċt, do ṫugas geall duit,
Am' ḟeasaṁ i gcampaiḃ do ló agus d'oiḋ'e,
Ar uaisliḃ Ċonaċt go mbím am' ċeannṗort,
Go ndeunfainn cleaṁnas leat gan bó gan laoġ."

"Ní'l sé aċt tamall beag ó ḟág mé Eóċaill,
'S ní leigeann an brón dom filleaḋ arís;
Do ḃéaḋ mo ṁuintir i bḟeirg ṁóir liom,
'S ní bḟuiġinn-se fóiritin óm' ċáirdiḃ gaoil;
Leaṫ a n-abair siad, ní ḋeunaim a gcóṁairle,
Aċt buailim an bóṫar do ló agus d'oiḋ'e,
Is cailín sgaiṫte mé 'tá 'siuḃal an ḃóṫair,
Ag iarraiḋ an eolais ar Ċeapaċ Ċuínn."

Gur lean a máiṫrín go geur sa ród mé,
A cos gan bróg a's a ciaḃ le gaoiṫ,
An t-ór 's an t-airgead ar ṫóin a póca,
'S go tiġ an óil gur b'eaḋ ċasamar í.
Do rinneamar cóṁairle ar ḋul d'ár bpósaḋ
Ċum eaglaisiġ eólaiġ d'á raiḃ sa tír,
Aċt leig mé ṫarm í le baois na h-óige,
'S ar ais go h-Eóċaill naċ dtéiḋim a ċoiḋ'e.

——:o:——

## SEÁĠAN BUIḊE.

Ar maidin Dé Dóṁnaiġ 's mé ag gaḃáil síos an bóṫar,
Go h-atuirseaċ brónaċ gan ór puínn,
Casaḋ orm óig-ḃean 'ḃí suíḋte go córaċ
'S í 'faire ar an rógaire Seáġan Buiḋe.

Ba ṫailliúr, ba ġoḃa é, ba ṗrionntóir breaġ leaḃar é,
A's geallaim gan aṁras gur breaġ sgríoḃaḋ,
Ḋeunfaḋ sé fíonta de ḃárraiḃ na gcraoiḃ
A's do ṡnáṁfaḋ an taoide go tóin síos.

B'ḟearr é ar an maide, 'gur b'ḟearr é ar an mbearna,
B'ḟearr é lá carta na súistí,
B'ḟearr é lá an earraiġ ag grafaḋ na mbánta,
'Gur b'ḟearr é ar bínse 'na ġiúistís.

Cuirfeaḋ-sa an rógaire fearta d'á ḟógairt,
I gCorcaiġ, i nEóċaill, 's i dTráiġ-lí,
Ní láṁfaiḋ aon óig-ḃean gaḃáil ṫar an mbóṫar
Le h-eagla an rógaire Seáġan Buiḋe.

# Céim an Ḟiaḋ.

Máire Ḃuiḋe ní Laoġaire do ċúm.

---

Cois abann ġleanna an Ċéma, i nUíḃ Laoġaire 'seaḋ ḃím-se,
Mar a dtéiḋeann an fiaḋ san oiḋċe ċum síor-ċodla sóġail,
Ag maċtnaṁ seal liom féinig, ag deunaṁ mo smuainte,
Ag éisteaċt i gcoilltiḃ le bínn-ġuṫ na n-eón.
Nuair ċualaḋ an caṫ ag teaċt aniar
Agus glór na n-eaċ ag teaċt le sians.
Le fuaim an airm do ċrit an sliaḃ,
A's níor ḃinn liom a nglór;
Do ṫángadar go náṁadṁar mar ṫiocfaḋ gárda de ċonaiḃ niṁe,
Agus, cúṁa mo ċroiḋe, na sár-ḟir do ḟágadar gan treóir!

Níor ḟan fear bean ná páisde um áitreaḃ na dtíorṫa.
Na gárṫa-goil do ḃí aca, a's na mílte olagón,
Ag feuċaint ar an ngárda go láidir 'na dtímċeall
Ag láṁaċ, a's ag líonaḋ a's ag sgaoileaḋ 'na dtreó.
An liúġ gur leaṫ i ḃfaḋ i gcian;
'Sé duḃairt gaċ flaiṫ 'nar ṁaiṫ leis triall—
"Gluaisiḋ go mear! tá an caṫ d'á riar
Agus téiḋmís 'na ċóṁair!"
Do ṫángadar na sáir-ḟir—guiḋim áṫar ar Ċlanna Gaoiḋil,
Ṫiománadar na páinig le fánaiḋ ar seól!

Níor ḃ'ḟada ḋúinn go dtáinig láṁ-láidir 'nár dtímċeall,
Gur sgaipeadar ár ndaoine ar gaċ maoilinn faoi an gceó;
Ḃí an Ḃarraċ 'na ḃun-báile acu, Barnett agus Beecher
Hedges agus Sweet, a's na mílte eile leó.
Ríġ na ḃfeart go leagaiḋ iad
Gan ċlú gan ṁeas gan raṫ gan séan
Go teintiḃ meara i measg na bpian
Gan faoiseaṁ go deó!
Céad molaḋ mór le h-Íosa nár ḋíolamair ar an dtóir,
Aċt ḃeiṫ ag deunaṁ grinn dé 's d'á innsint ar sóġ.

An ḃliaḋain seo anois atá aguinn béiḋ sás ar gaċ smísde.
Leagfaimíd sa díg iad. Béiḋ dríob orṫa a's fód.
Ní iarrfam cúirt ná stáitse. Béiḋ árd-ċnoċ 'na suiḋe aguinn,
A's an ċnáib go flaṫṁar sníṁte le díol as, 'na gcóir.

Tá na céadta fear ag teaċt aniar,
Ar luing go mear is fada a dtriall;
An Franncaċ ṫear nár feallaḋ riaṁ
I bḟaoḃar a's i gcóir,
Go mbéiḋ caṫraċa d'á striocaḋ a's teinteaċa d'á lasaḋ leo.
Tá an cáirde fada díolta 's an líonraḋ 'na gcóir.

Ḃí Smith ar a ṫár-i-n-áirde ar árd-leacain fraoġ duiḃ,
Ba ġránda ḃí a ġnaoi a's gan tuínte ar a ṫóin.
Nár ḃeiriḋ críoċ is fearr an t-ál so Ċailḃin coiṁtiġ
Nár ġéill riaṁ do Ċríost aċt ag píompaḋ a's ag póit.
Bíoḋ ḃur bpicí glana i gceart i ngléas,
Tá an ċaḃair ag teaċt le toil ó Ḋia.
Téiḋ sa ċaṫ! Ná fanaiḋ siar!
Agus léiriġ na póirc!
Suiḋiġ isteaċ go dána i n-áitreaḃ a dtáinig rómaiḃ!
Is miṫid díḃ é ḟáġail a's tá an cáirde maiṫ go leór.

A Ċlanna Gaoiḋil na n-áran! ná stánaiḋ a's ná striocaiḋ,
'S is gearr anois gan ṁoill go mbéiḋ críoċ ar ḃúr ngnó.
Coingíḋ suas ḃúr gcaráiste, tá an t-ál so le díbirt
Go h-Ifrionn dá ḋaoire idir ṫeinteaċaiḃ teó.
Tá acu an tslat 's is olc a riaġail.
I gcóirḋíḃ glana is maiṫ a ngléas.
Gaċ sórd le caiṫeaṁ, fleaḋ a's féasda
Ag béaraiḃ ar bórd.
'S é deir gaċ úġdar cruinn liom sul a gcríoċnuiġid siad deire an ḟóġṁair
San leaḃar san "Pastorina," go ndíolfaid as a bpóit.

Stadfad fearsda 'e m'ḋántaiḃ, ó táim láṁ leis a' gcríonaċt,
Mar tá iomad de ḋroċ-ċroiḋe agam do ḃuiḋin an ḃuilg ṁóir,
Ní ḋeunfad a tuille ráḋ leó, 's nár a' fearr de an ḃuiḋean é!
Aċ ár agus sgeiṁle go dtíġ ar an gcóip!
Nára' díon dóiḃ stad ar ḟeal d'á ngléas!
Nára' díon dóiḃ carraig, cnoc ná sliaḃ!
Mar a mbíoḋ an sionnaċ mear d'á ḟiaḋaċ
Agus géim acu ar seól!
Go mbéiḋ gaċ sáir-ḟear croiḋeaṁail 'gus píce a's slat 'na ḋóid
Ag súil le sásaṁ coiḋċe nó díol as go deó!

——:o:——

[IRISH MADE PAPER]

# CEÓL-SÍḊE.

## PART I.

CONTAINS THE FOLLOWING SONGS:—

A ċuisle mo ċroiḋe, créad í'n ġruaim sin ort?
An bunán buiḋe.
An ċúilḟionn.
An raiḃ tú ag an gCarraig?
Bán-ċnoic Éireann óg.
Cailín deas crúiḋte na mbó.
Cáit ó Ġárḋa 'n Ḃile.
Eiḃlín a rúin.
Fáinne geal an lae.
Jimmy mo ṁíle stór.
Máire Ḃéil-aṫa-h-Aṁnais.
Páisdín fionn.
Péarla an ḃrollaiġ ḃáin.
Pé 'n-Éirinn í.
'S a ṁúirnín dílis.
Seáġan ua Duiḃir an Ġleanna.
Siuḃail, a ġráḋ.
Siuḃán ní 'g Uiḋir.
Tiġearna Ṁuiġ-Eó.

**EASON & SON, Ltd., Middle Abbey Street, Dublin.**

"A practical step towards popularising the study and cultivation of the old tongue."—*Irish People.*

"One of the most creditable productions of its kind which we have seen for a long time; it is well worth six times the money.... Most of the songs are printed just as found on the lips of the people."—*Catholic Times.*

Irish Wheelman Printing Works, *D*ublin.

"Tuigim agus ní léigim,
Aċ tuigean fear léiġinn leaṫ-ḟocal."

# The Léiġean Éirean Series.

EDITED BY NORMA BORTHWICK.

## NO. 3.

# BÁS ḊALLÁIN

agus

# TAḊG SAOR

drámana beaga

ó láiṁ

an aṫar Peadar Ua Laoġaire

**TWO SHORT PLAYS**

By the Rev. PETER O'LEARY, P.P.

Dublin:
THE IRISH BOOK COMPANY,
35 Upper O'Connell Street.
1900.

# Bás Ḋalláin.

## Dráma aoin-ġníṁ.

An ḟuirean.

Dallán, ríġ éigeas.
Aoḋ Fionn, ríġ Breifne.
Aoḋ Mac Duaċ Duiḃ, ríġ Oirġialla.
Seanċán Sean-ḟile.
Muirean ní Ċúáin,* bean Ḋalláin.
Donn, Cas — giollaí le ríġ Oirġialla.
Méiḃ, Bríġid — beirt ċailíní.
An ċliar uile.

## AN ĊÉAD RAḊARC.

Tiġ an óil i bpálás Aoiḋ Ḟinn, Ríġ Breifne.
Aoḋ Fionn, agus Dallán agus é ar láiṁ ag giolla.

Aoḋ F.—Is mór an onóir agus an urraim agus an fabar atá fáġalta agat-sa uaimse, a Ḋalláin.

Dallán.—Ní h-iongna san, a ríġ. Is mór m' onóir ó ríġṫiḃ móra, ní h-i n-Éirinn amáin aċt i nDúṫaiḃ iosaċta. Tá onóir agus urraim dom i n-Albain. Tá onóir agus urraim dom i Sasana. Tá onóir agus urraim dom i mBreatain. Tá, agus sa bḞrainc. Tá olaṁ uasal am ḟoċair ó gaċ críċ díob san. Is onóir leó beiṫ am ḟoċair. Is clana ríġṫe iad aċt is mó an uaisleaċt leó beiṫ am ḟoċair-se 'ná beiṫ 'na gclanaiḃ ríġṫe.

Aoḋ F.—'Na ċoinniḃ sin ṫall, tá buaiḋte agamsa orṫa go léir. Is mó a ṫugaimse duit 'ná ṫugan aon ríġ ná aon ríoġflaiṫ eile duit. Nuair a ṫeiḋean tusa ar ċuaird olaṁnaċta, abfad ó baile, i gcríoċaiḃ ciana coiṁṫeaċa bímse ad ḋiaiġ anso agus bíon mo ṡúil i nDiaiġ do ċoda agus i nDiaiġ do ṁaoine. Nuair a ċím bó i n-easnaṁ ar do ċuid stuic cuirim bó uaim féin 'na h-inead, agus nuair a ċím caora imiġṫe uait cuirim caora 'na h-inead, agus nuair a bíon pingin i n-easnaṁ ort cuirim pingin 'na h-inead, ionus go bḟaiġfá-sa, ar do ṫeaċt abaile ḋuit, do ċuid agus do ṁaoin agus do ṡaiḋbreas ċóṁ h-iomlán agus d'ḟágair iad ag imṫeaċt ḋuit.

Dallán.—Cad ċuige an ċaint sin, a ríġ?

Aoḋ F.—Ċuige seo, a Ḋalláin. Má tá ríġ cúige eile a ṁeasan go bḟuil sé ċóṁ maiṫ ḋuit agus atáimse, ba ċeart dó déanaṁ mar a ḋeinimse agus gaċ níḋ do iarrfá air a ṫabairt duit.

Dallán.—Ní'l árdríġ ná ríġ cúige i n-Éirinn ná tabarfaḋ dómsa an níḋ d'iarrainn air.

Aoḋ F.—Ambriaṫar go bḟuil dearmad ort, a ríġ-olaṁ.

Dallán.—Cia h-é an ríġ ná tabarfaḋ?

Aoḋ F.—Aoḋ Mac Duaċ Duiḃ, ríġ Oirġialla.

* In the name Cúán both vowels are long.

Dallán.—Ní'l níḋ ar biṫ ag ríġ Oirgialla, iarmuiċ dá ḟlaiṫeas, ná tabarfaḋ sé dómsa dá n-iarainn air é. Aċt tá a ḟios agamsa, a ríġ, go ḃfuil formad agus impeasán idir tusa agus Aoḋ mac Duaċ. Aon níḋ fóġanta dá ndéinean ríġ agaiḃ ní foláir leis an ríġ eile níḋ is fearr 'ná é do ḋéanaṁ.

Aoḋ F.—Tá go maiṫ. Cad 'na ṫaoḃ, má seaḋ, ná déinean Aoḋ mac Duaċ beart ċóṁ maiṫ duitse agus deinimse duit?

Dallán.—Cad í an beart?

Aoḋ F.—An níḋ d'iarrfá air é ṫabairt duit.

Dallán.—Cad tá aige ná tabarfaḋ sé dom?

Aoḋ F.—Tá sgiaṫ aige gurab ainm di Duḃġiolla agus tá buaḋa móra uirṫi. Ní féidir do naṁaid seasaṁ i gcaṫ 'na h-aġaiḋ. Tuitean a lug ar a lag ag an naṁaid a ċíon í i gcaṫ. Nuair a ḃíon sí ar iomċur ag Aoḋ mac Duaċ féin, is cuma cad é líon a naṁad, nuair a ċíd siad ag teaċt ċúċa í iompuiġid agus teiṫid. Is leis an sgéiṫ sin a ċosnan Aoḋ mac Duaċ críoċa Oirgialla, agus dá n-iartá-sa air í ní ṫabarfaḋ sé duit í.

Dallán.—Ó níor ċeart d'aoinne an sgiaṫ sin d'iaraiḋ. Aċt dá n-iarainn-se í do ġeaḃainn í.

Aoḋ F.—Ṫabarfinn-se do ṫuarasdal go maiṫ duit aċt dul agus an sgiaṫ sin d'iaraiḋ ar Aoḋ mac Duaċ. Ṫabarfinn céad bó duit agus céad eaċ agus céad caora agus céad muc.

Dallán.—Tá go maiṫ. Raċad-sa a d'iaraiḋ na sgéiṫe agus muna dtugtar dom í aorfad ríġ Oirgialla.

[Imṫiġeas Dallán.]

Aoḋ F.—Seaḋ! Siné Eoċaiḋ Éigeas agaiḃ! Siné Dallán Forgail agaiḃ! Siné an ríġ olaṁ go ḃfuil an onóir ġo léir dó i n-Albain agus i Sasana agus i mBreatain agus ṫall sa ḃFrainc. As a aḋṁáil féin ní h-eaċuinge fír-ḋuine an sgiaṫ d'iaraiḋ ar Aoḋ mac Duaċ, agus siné imiġṫe a d'iaraiḋ na sgéiṫe é. O! cad é mar ṡaoġal! Is olc an gnó atá agam dá ḋéanaṁ 'ġá ċoṫúġaḋ agus ag coṫuġaḋ an ġraitin atá le n-a ṡálaiḃ. Aċt cad 'tá le déanaṁ agam? Tá a ḃfuil an traoġal agam iṫte ólta acu. Tá an Ḃreifne creaċta acu. Agus má abraim focal 'na gcoinniḃ imṫeoċaiḋ siad agus aorfiḋ siad mé i láṫair ríġ Oirgialla! Is truaġ an sgéal é.

[Imṫiġeas.]

## AN DARA RADARC.

Faiċe ar aġaiḋ dúna ríġ Oirgialla. Tig ó ṫaoḃ, Dallán agus a ṫrí naonḃúir. Ó'n dtaoḃ eile, Aoḋ mac Duaċ Duiḃ, ríġ Oirgialla agus a ṁuintir.

Aoḋ D.—Míle fáilte róṁat! a ríġ olaṁ. (Ag tabairt trí póga dó.) Seó, a ṁuintir. Tógaiḋ Dallán uasal ar ḃur nguailliḃ agus tugaiḋ liḃ isteaċ é, agus tugaiḋ isteaċ a trí naonḃúir, agus a mná agus a gcoin agus a ngiollaí. Cuirtar sa

n-inead is feárr sa dún iad. Curtar cóir bíḋ agus ḋíġ orta láiṫreaċ. Ná bíoḋ sé le ráḋ ċíoḋċe go raiḃ cóir níos feárr, ní h-eaḋ aċt ċóṁ maiṫ, i mḂreifne orta agus a ḃeiḋ orta anso. Is fearr Oirgialla 'ná an Ḃreifne agus is fearr mise 'ná Aoḋ Fionn.

Dallán.—Go réiḋ, a ṁuíntir ṁaiṫ, go ḃfeiceam an ḃfaiġam ár n-aṫċuinge. Muna ḃfaiġam ár n-aṫċuinge ní'l aon ṁaiṫ sa ḃfáilte. Má tá an aṫċuinge le fáġail againn isí an aṫċuinge féin an ḟáilte is feárr.

Aoḋ D.—Cad í an aṫċuinge atá le h-iaraiḋ agat, a ríġ olaṁ?

Dallán.—Do sgiaṫ-sa, a ríġ uasail, an sgiaṫ darab ainim Duḃġiolla.

Aoḋ D.—Ní h-aṫċuinge fíor-éigis sin.

Dallán.—Ṫugas duan ċúgatsa 'ġá h-iaraḋ.

Aoḋ D.—Is maiṫ liomsa do ḋuan d'éisteaċt.

Dallán.—Déarfad duit í.

A earag, a Aoḋ,
A ḋaig ḋána ḋur,
A ṁaiṫ mar ṁuir ṁór
Coná cuirfe ar gcúl.
Coná cuirfe ar gcúl,
Aoḋ mac Duaċ Duiḃ.

Is maiṫ mór a ṁaoín
Gan aoír a's gan oil.
An ġrian d'ailte reann
Is aṫuaṫṁar leam
A ċlár ficill fionn,
Contilfeam, a ear.

Aoḋ D.—Is breáġ go léir an dán é sin, dá dtuigfí é.

Dallán.—Is fíor duitse sin. Agus an t-é do ġní an for-ḋeargaḋ file is dó is cóir é ṁíniúġaḋ. Is mise do ḋéin an duan agus is mise ṁíneóċaiḋ é. "A earag, a Aoḋ," a dúḃairt leat. Isé sin le ráḋ, "Is tu earag gaisge agus éinġníoṁa Éirean." "A ḋaig ḋána ḋur," a dúḃairt leat. Neiṁ isead daig, agus is dána a ṫeiḋean do neiṁse i gcaṫ nó i gcóṁlan. Isí do sgiaṫ do neiṁ. Is eól dod' naṁaid neiṁ na sgéiṫe sin. "A ṁaiṫ mar ṁuir ṁór." Isé sin le ráḋ, dá mba leat maiṫeas na mara do ḃronnfá é ar éigsiḃ agus ar luċt ealaḋan.

Aoḋ D.—Ceanóċadsa do ḋuan, a ríġ éigeas. Taḃarfaḋ ór agus airgead air, taḃarfad céad bó agus céad eaċ, trí ċéad muc agus trí ċéad caora ḋuit dá ċionn.

Dallán.—Ní ġlacfainn a ḃfuil de ṡaiḋḃreas sa doṁan muna ḃfuil an sgiaṫ le fáġail agam.

Aoḋ D.—Eirig as, a Ḋalláin. Ní ḃfaiġir ar sgiaṫ.

Dallán.—Aoírfadsa tusa.

Aoḋ D.—Ná déin aon dá ċuid de d' ḋíċċioll. Tá cóṁaċta Dé agus na naoṁ liom ad ċoinniḃ, ó ḋéin Colum Cille an tríoċċáin idir siḃse, aoís ealaḋan Éirean, agus sinne, ríġṫe Éirean.

Dallán.—Ní ḃéarfaiḋ Colum Cille tusa uaimse gan t'aoiraḋ, agus ni feara-ḋom-uair a ḋéanfad aoír ort 'ná anois os do ċóṁair.

Aoḋ mac Duaċ Duiḃ,
Aruag air na raiḃ.
A ḃragna cuaċ caoir,
A labra lua loin.

Aoḋ D.—Cá ḃ' fios dómsa ciacu aoir nó molaḋ atá agat d'á déanaṁ?

Dallán.—Ní h-iongna fear t' eoluis 'gá ráḋ san. Aċt sidí ciall mo ċainte. Tar éis na n-aor atá agam d'á ndéanaṁ ort anois ní ḃéiḋ cuiṁne ag aoís ealaḋan ar ṁaiṫ d'á ndeárnais riaṁ, aċt oireaḋ agus bíon ag peata cuaiċe ar an oileaṁaint a ṫug an caḃcán uirṫi.

Aoḋ D.—Imṫig uaim, a Ḋalláin. Imṫig uaim. Dá luaṫaċt a ḃeiḋ tú ar mo raḋarc is eaḋ is feara duit é. Ní fios cad é an ḟaid d'ḟuillingeóċainn caint de'n tsórd san am ḟiaḋnuise. Is baoġal, muna ḃfuil cúis ċum m'aoirṫa agat, go dtaḃarfainn an ċúis duit. Ní h-iontaoiḃ mé nuair a déintear eugcóir orm.

Dallán.—Gaḃtar m'eiċ dom.

[Imṫíġid Dallán ⁊ a ṁuíntir.]

Aoḋ D.—Féuċ air sin mar éugcóir! Mo sgiaṫ! Mo Ḋuḃġiolla do ṫaḃairt dó! Conus ċosnóċainn mé féin ansan ar Aoḋ Fionn! Aoḋ Fionn a ċuir suas é ċum na h-oibre seo. Tá go maiṫ, a Ḋalláin. Tá éugcóir déanta agat orm. Tá aoir nímneaċ déanta agat orm. Cuirim Dia 'na ḋiaig ort!

[Imṫíġear. Fanaid beirt ġiollaí, .i. Cas agus Donn.]

Cas.—Cogar, a Ḋuinn. Ar ṫuigis an dán úd Ḋalláin?

Donn.—Níor ṫuigeas, a Ċais, an dán, agus níor ṫuigeas an míniúġaḋ aċt ċóṁ beag. Agus is lúġa a ṫuigeas an t-aoir 'ná mar ṫuigeas aon taoḃ acu. Is cuma liom ó tá Dallán agus a ṡloigisg imiġte. Ḃíos deiṁniġteaċ go mbéidís i gcóir na h-oiḋċe againn. Ḃeimís marḃ acu. Is iad an aicme is measa iad a ṫáinig isteaċ i dtig riaṁ. Tá Dallán féin olc a ḋóiṫin agus deacair do ṡásaṁ, aċt is measa an tsluaġ 'ná é. Is measa na mná 'ná na fir. Agus is measa na giollaí ná na mná. Ḃ'usa duit go mór ríġ cúige do ċuir ċum suiġte 'ná an giolla is meirsġíġe acu. Aċt is cuma liom ó táid siad imiġte.

Cas.—Is dóċa ná tiocfaiḋ siad go h-Oirġialla go bráṫ aríst.

Donn.—Mo ċaṫúġaḋ é! a ndúḃairt Maṫúin leis an sprid.

Ar ġuṫ*—"Dá ḟaid aḃí an bóṫar ní dúḃairt sí liom suíġe,
Ná 'bain díot do ċlóca go n-ólam braon díġe.'
'S isé dúḃairt na cómarsain nár ḃ' ḟóġanta é mo ṡlíġ,
'S gan leabaiḋ 'na luíġfinn go lá ann."

[Imṫiġid.]

* Sings.

## AN TRÍṀAḊ RAḊARC.

Dallán agus a ṁuintir agus Seanċán Seanḟile ar sliġ.

Dallán.—Stadaiġ, a ṁuintir. Tá níḋ iongantaċ agam le ráḋ liḃ. Is minic airiġeas d'á ráḋ ag luċt sgéaluiġeaċta, an t-é ḋéanfaḋ aoir éugcórta gur ḋó ba ṁeasa. Ní dóiċ liom gur ḋéin aoinne riaṁ aoírta níos éugcórta 'ná na h-aoírta a ḋéineas féin, agus i n-ionad díoġḃála do ṫeaċt orm dá mbárr is aṁlaiḋ atá maiṫeas mór tagaiṫe orm. Ḃíos gan leus raḋairce am ṡúiliḃ ag teaċt ar an mbaile seo ḋom agus tá ḋá ṡúil ġlé ġlana anois agam.

Seanċán.—A ríġ olaṁ, is mór agus is maiṫ an sgéal é sin, aċt is deaċair é ċreideaṁaint.

Dallán.—Is fíor é, áṁ.

Seanċán.—Má's fíor inis dúinn ár n-eagar sa tslíġ, róṁat agus ad ḋiaiġ.

Dallán (tar éis feuċaint 'na tímpal).—Táid ḋá naonḃúr róṁam agus a naoí am ḋiaiġ.

Các.—Is fíor sin, a ríġ olaṁ.

Dallán.—Aċt fan go fóil. B'ḟéidir ná fuil an sgéal cóṁ maiṫ agam agus ċeapas. Do ċuireas mé féin fé ċomairce Ċoluim Cille, tá tamal mór ó sin, agus d'iaras air, nuair a ḃeaḋ mo ḃás ag druidim liom, cóṁarṫa éagsaṁlaċ éigin do ṫaḃairt dom air. Conus ḟéadfaḋ cóṁarṫa ḃeiṫ níos iongantaiġe 'ná an cóṁarṫa atá fáġalta anois agam, mé dall ag teaċt anso agus raḋarc mo ḋá ṡúl anois agam! Beirtear ċum mo ṫíġe féin láiṫreaċ mé.

[Imṫiġid.]

## AN CEAṪRṀAḊ RAḊARC.

Seomra mór agus cailín .i. Méiḃ, ann agus éudaċ 'n-a láiṁ aici agus í ag baint an ċeoiḋ de'n tsiorgán agus port aḃráin ar siúḃal aici.

Méiḃ.—

Ar a ḃogaḋ 's ar a ḃonn,
Ar a ḃogaḋ 's ar a ḃonn,
Ar a ḃogaḋ 's ar a ḃonn,
go Cill Áirne.

An maidirín ruaḋ
'N-a luíġe sa luaċair
A's bár' a ḋá ċluas
Anáirde.

[Tig cailín eile, .i. Briġid.]

Briġid.—Cad é seo ar siúḃal anois agat, a Ṁéiḃ?

Méiḃ.—Ḋe leig dom féin, a Ḃriġid. Táim marḃ glan. Beiḋ an tromḋáiṁ* anso láiṫreaċ agus marḃóċaiḋ Muirean mé má ċíon sí aon ḃlúire ceóiḋ ar an dtsiorgán so. Ní ḟeacaís riaṁ aċt an tsúil atá aici. Do ċíḋfaḋ sí ceó sa n-áit ná feicfaḋ cat luċ.

Br.—Agus cad ċuige go ḃfuil an tromḋáiṁ ag teaċt anso anois?

* The body of bards.

Méiḃ.—Ċuṁ Dalláin do ṫóraṁ, a Ḋe!

Ḃr.—Ċum Dalláin do ṫóraṁ! Ḋe agus cad ċuige é ṫóraṁ go dtí go bfaġaiḋ sé bás?

Méiḃ.—An aṁlaiḋ nár airíġis é ḃeiṫ marḃ?

Ḃr.—Ambasa aċt níor airiġeas focal de. Beannaċt Dé le n'anam! Airiú cad d'imṫig air, a Ṁéiḃ?

Méiḃ.—Toil Dé!

Ḃr.—Toil Dé! Dar ndóiċ is le toil Dé a ġeiḃean gaċ aoinne bás, agus, mar sin féin, ní gnáṫ go dtagan an bás ar ḋuine gan trúig éigin ċuige.

Méiḃ.—D' airiġeas iad 'ġá ráḋ gur ḃ' é ríġ Oirgialla ba ṫrúig ḃáis dó.

Ḃr.—Cuir uait! Níor ḋein Aoḋ mac Duaċ éugcóir ar éigeas riaṁ, ní áiríṁim ríġ ollaṁ.

Méiḃ.—Munar ḋéin Aoḋ mac Duaċ éugcóir ar Ḋallán do ḋéin Dallán éugcóir ar Aoḋ mac Duaċ. Siné a dúḃairt Dallán féin. Tá fios fáṫ an sgéil anois ag an dtromḋáiṁ go léir. Deir siad gur iar Dallán an Duḃġiolla ar Aoḋ mac Duaċ agus gur eitig Aoḋ mac Duaċ é. Ansan gur ḋéin Dallán aoír ṁeillteaċ ar Aoḋ agus gur imṫig sé uaiḋ i bfeirg. Ansan gur iar Aoḋ mac Duaċ ar Ċolum Cille é ċosaint ar aoirṫiḃ Ḋalláin agus Dia do ċur 'na ndiaiḋ air mar ġeall ar an éugcóir. Ní fada a ḃí Dallán imiġṫe ó Aoḋ nuair a ṫáinig a radarc dó.

Ḃr.—Éist do ḃéul! Ná fuil Dallán na ḋall an faid atá aiṫne againn air!

Méiḃ.—Ṫug Colum Cille radarc a ṡúl dó nuair a ḃí an bás ag teaċt air. Aċt isí an easgaine a ṫáinig air ó Aoḋ mac Duaċ ba ṫrúig ḃáis do. Ḋéin sé an eugcóir ar Aoḋ agus ċuir Aoḋ Dia 'na ḋiaig air.

Ḃr.—Go saoraiḋ Dia sinn! Ba ḋian an t-Éilteóir a ċuir sé 'na ḋiaig air.

Méiḃ.—Ċoṁ luaṫ agus fuair se go raiḃ radarc a ṡúl aige do ṫuig sé go raiḃ sé réiḋ. D' orduiġ sé dóiḃ é ṫaḃairt anso aḃaile agus níor ṁair sé aċt trí lá agus trí oíḋċe. Ḃí Marḃán Naoṁṫa i n' ḟoċair i gcaiṫeaṁ na h-aimsire sin.

Ḃr.—Aililiú! Agus tá Dallán uasal marḃ! Ċeapas ar dtúis gur ag magaḋ aḃís. Sin easnaṁ ar an dtromḋáiṁ agus ar éigsiḃ Éirean! Duine uasal fóġanta dob eaḋ é. Is dóċa, ó ṫug Dia radarc a ṡúl ċorparṫa dó sul ar ruig Sé as an saoġal é gur ṫug Sé radarc an anama leis dó, radarc na h-airṫiġe.

Méiḃ.—Níor ṫug Marḃán aon ḟailíġe ann.

Ḃr.—Gura' maiṫ an ṁaise dó é, an duine uasal boċt. Is truaġ nár sgaoil sé ṫaisis Aoḋ mac Duaċ.

Méiḃ.—Beiḋ siad go léir anso láiṫreaċ.

[Imṫiġid.]

## AN CÚIGṀAḊ RAḊARC.

Tóraṁ Ḋalláin. Muirean ní Ċúáin, .i. bean Ḋalláin. Seanċán, agus an ċliar uile.

Ba ċeart cómra* nó níḋ éigin ḋá ṡórd, do ḃeiṫ ar an árdán.†

Cáċ.—Cé ċeapfar anois mar olaṁ againn i n-inead Ḋalláin?

Muirean.—An uair ḋéanaċ a ċuaḃúir-se ar ċuaird olaṁnaċta i n-Albain, d'ḟiafruiġeas-sa de Ḋallán, an uair a ġeaḃaḋ sé féin bás, cia ḋé go ndéanfí olaṁ i n-inead. Duḃairt sé 'gam' ḟreagra, má ḃí fear sa doṁan a ċuirfaḋ rann i n-inead an ráinn nó focal i n-inead an ḟocail dó féin gur ḃ' é Seanċán Seanḟile an fear san.

Cáċ.—Déintear olaṁ de Ṡeanċán againn má 'seaḋ. Is tú ár n-olaṁ, a Ṡeanċáin, d'aon toil agus d'aon ḟocal, agus d'aon ġníoṁ!

Seanċán.—A ḋuine na cléire agus a ċliar uasal! Is mór an onóir í seó atá taḃarta agaiḃ dom, aċt is trom an t-ualaċ atá curṫa agaiḃ orm. Tá an t-ualaċ san anuas orm agus is deacair é ḋ'iomċur. Tá sé ag ḃrúṫ orm ó gaċ taoḃ agus is deacair an ḃrúṫ do ṡeasaṁ. An t-ualaċ a ḃí éadtrom go leór orṫsa, a ríġ olaṁ, is ualaċ trom orm-sa é. Ba ṁó do neart 'ná neart ár dtrí gcaoġad. Ba ṁó t'eólus 'ná eólus ár dtrí gcaoġad. Ba ġéire t'intleaċt 'ná intleaċt ár dtrí gcaoġad. Is duine de 'n trí ċaoġad mise. Cá ḃfaiġeaḋ-sa neart agus eólus agus intleaċt ċum do ṡaoṫair-se do ċur ċum cínn!

Ba ċuma guṫ a ḃéil nó buinne‡ Easa Ruaiḋ. Ḃí ċiall a ċainte mar an splanc, solusṁar. Do ġluais féiṫ na filíḋeaċta aige mar ṫuile cuain. Dá ṁéid ár ḃfoġluim ní raiḃ lá nár ṫug sé foġluim nua ḋúinn. Dá ṁéid ár n-eólus ní raiḃ lá nár ċuir sé ár n-eólus i méid duinn. Is iomḋa ceist ċruaiḋ a cuireaḋ ċuige ó n-a ṫrí caoġad olaṁ. Níor leig sé ceist díoḃ uaiḋ gan réiḋteaċ. Agus is mó an t-eólus a ṫugaḋ sé uaiḋ sa réiḋteaċ 'ná mar a h-iarṫí air sa ċeist. Go sgaraiḋ solus le gréin, grian le spéir, agus spéir le rannaiḃ|| ní feicfar ar éigriḃ Fáil ríġ olaṁ mar an t-é atá ar lár anso againn anoċt. Ríġ na ḃfeart go dtugaiḋ sólás síoraíḋe ḋó, tré impíḋe Ċoluim Cille ar ar nairg sé a ċomairc. Amen!

Cáċ.—Amen! Amen a Ṫiġearna!

(Brat anuas.)

CRÍOĊ.

---

* A coffin.

† I can find no better word for "stage." It means "any elevated ground." especially "an elevated platform to stand on in order to speak to people." If the *name* had been looked for in Irish before the word "stage" came to be heard of in English, "árdán" would have been the word which people's minds would naturally hit upon.

‡ Volume of sound. || Constellations.

# Taḋg Saor.

Dráma aoin ġníṁ, dráma suilt.

An Ḟuirean.

Taḋg Saor.
Duine uasal iasachta.
Bean Ṫaiḋg.
Nóra (cailín an tiġe).
Doċtúir.
Sagart.
Sport (buaċaill sráide).
Bás (buaċaill sráide).
Beirt luċt airm.
Cailíní agus buaċaillí.

## An Ċéad Noċtaḋ.

Amuiġ ar ṡráid.

Duine uasal iasachta.—Dia 's Muire ḋuit-se.

Bás.—Dia 's Muire ḋuit, a's Pádraig, a ḋuine uasail.

D. 1.—Náċ é seo sráid Maġ Ċromṫa agam?

Bás.—Ambasa aċ isé, a ḋuine uasail. An fada ṫánaís?

D. 1.—Nár ċóir gur ċuma ḋuit! Náċ éaċtaċ an obair ná féadfaiḋ duine teaċt isteaċ i sráid iasaċta gan gaċ aon dailtín a buailfiḋ uime ḃeiṫ 'gá ḟiafraiġe ḋe an fada ṫáiniḋ sé! Ní'l duine a buail umam ó ṫánag nár ċuir ceisd éigin de'n tsórd san orm.

Bás.—Gaḃaim pardún agat, a ḋuine uasail. Níor ċuireas-sa ceisd ort go dtí gur ċuiris féin ceisd orm-sa ar dtúis. Ċeapas nár ḃ' ḟoláir nó ṫánaís tamal maiṫ ó ḃaile agus a ráḋ ná raiḃ ainim na sráide seo agat.

D. 1.—Tá a h-ainim anois agam. An ḃfuil fear 'n-a ċoṁnuiġe sa tsráid seo gur ḃ'ainim ḋó Taḋg Saor?

Bás.—Ambasa féin tá, a ḋuine uasail. Cad dob áil leat ḋé?

D. 1.—Féuċ airís! Airiú greadaḋ ċúgaiḃ, a ḟloigirs ḋroċ ṁúinte! Ar ṫugḃúir riaṁ eólus do ḋuine gan ḃeiṫ ag ceisdiúġċán air?

Bás.—'Sdó feuċ anois, a ḋuine uasail, is tusa atá ag ceisdiúġċán orm-sa.

[Tig Sport.]

Sport.—Éist do ḃeul, a ḃligáird, agus ná bí ag taḃairt gaċ ré reaḋ do'n duine uasal. Cad é seo ort, a ḋuine uasail? Ná bac an breallán san. N'l aon ċial aige. Imṫig leat féin as so!

[Ag tabairt coise agus láiṁe do ḃár agus 'gá ċomáint amaċ.]

Cia atá uait, a ḋuine uasail, agus béarfadsa ċuige tu?

D. 1.—An ḃfuil aiṫne agat ar Ṫaḋg Saor?

C.—Toġa na h-aiṫne a ḋuine uasail.

D. 1.—Cad é an saġas sin é?

C.—Fear cruaiḋ láidir isead é, a ḋuine uasail. Ní'l aon ḟear sa ṗarróiste is feárr ruiṫ agus léim 'na é. Ní dóiċ liom go ḃfuil aon ḟear sa ṗróiste ná druidfaḋ i leiṫ taoiḃ ó n-a ṁaide nó ó n-a ḃuile ḋorn. B'ḟéidir go ḃfaiġfí fir níos mó agus níos truime 'ná é aċt ní'l an fear san ag teaċt isteaċ go sráid Maġ Ċromṫa d'ḟéadfaḋ é laiṁriáil. Ċonacsa gníom aige d'á ḋéanaṁ agus cuirfaḋ sé iongna ort.

D. 1.—An dóiċ leat san? Cad é an gníoṁ é?

C.—Ḃí saiġdiúirí anso anuiriġ nuair a ḃí an t-eleiction againn. Ṫugadar an oiḋċe istig sa ċaisleán. Is ann a cuirtear ċum codlata iad i gcóṁnuiġe nuair a ṫagaid siad. Nuair a ḃí an t-eleiction críoċnuiġṫe ḃíodar ag imṫeaċt. Ḃí cuid acu lasmuiċ dé ġeata an ċaisleáin agus cuid acu laistig dé. Tá páil iarainn lasmuiċ de'n ċaisleán ċum na mbeiṫiġeaċ do ċoimeád amaċ ó'n ḃfala nuair a ḃíon aonaċ sa tsráid. Tá an páil os cionn cúig troiġṫe ar aoirde. Do ṡeasaiṁ captaen an airm laistig de'n páil. Ní raiḃ aon ruṫag aige mar ní raiḃ puinn slíġe idir an páil agus fala an ċaisleáin. Níor ḋéin sé aċt seasaṁ suas leis an páil laistig agus eiriġe de ḃunaiḃ a ċos agus teaċt de léim tar páil amaċ. "Come," ar seisean, "where is the b——y Papish that can do that?" Ḃíos féin ag éisteaċt leis. Siúd anonn mé go tig Ṫaiḋg. D'ínseas dó cad a ḃí tuitiṫe amac. Siúd a leiṫ é, ceann-lompaċta. Ṡeasaiṁ sé suas leis an páil lasmuiċ. D'eiriġ sé, gan ruṫag, de ḃunaiḃ a ċos agus ċuaiḋ sé de'n léim sin glan tar páil isteaċ. Aċt ní túirse do luiġ a ċosa ar an dtalaṁ istig 'ná d'eiriġ sé arís agus ṫáinig sé de léim ġlan, i ndiaiġ a ċúil, tar páil amaċ! Do leaṫ a suile ar a raiḃ ag feuċaint air. D'ḟeuċ sé ar an gcaptaen. "Come," ar seisean, "where is the b——y Orangeman that will do that?" Ṫáinig fearg ar an oificeaċ. Ṫarraing sé a láṁ. Ṫug Taḋg fé ndeara an iaraċt agus an droċ ḟuadar. Nuair a ḃí an buile ag teaċt do ṡnap sé síos a ċeann agus d'imṫig an iaraċt folaṁ. Ó'n ḃfuinneaṁ a ḃí le n-a láiṁ do ċar an t-oificeaċ ar a ċosaiḃ. Le n-a linn sin do h-aimsíġeaḋ é ag bun na cluaise le buile ḋorn ó Ṫaiḋg agus do síneaḋ ar an dtalaṁ é go breáġ socair. Ḃí Taḋg imṫiġṫe sul a raiḃ a ḟios i gceart ag an gcuid eile acu cad a ḃí tuitiṫe amaċ.

D. 1.—Ba ṁait liom an fear san d'ḟeiscint. Cá ḃfuil a ṫig?

C.—Téanam ort. Buail mar seo.

[Imṫiġid.]

## AN DARA NOĊTAḊ.

Tig Ṫaiḋg.

Taḋg Saor [i n-aonar].—Greadaḋ ċúċa mar ḃáilíḋe! Táim ciapaiṫe acu. Ní ṫugaid siad suíġe suaimnis dom. Is dóic leó gur ceart do ḋuine airgead do ḃaint as na cloċaiḃ dóiḃ.

[Tig Bás isteaċ.]

Bás.—Tá duine uasal iasaċta ar do lorg, a Ṫaiḋg.

T.—Cá ḃ' ḟios duit, airú, a ḃligáird! Cá ḃfuil sé, nó cad é an saġas é?

Bás.—Saġas stuacaċ, geallaim duit é. D' ḟiafraiḋ sé díom a' raiḃ aiṫne agam ar Ṫaḋg Saor agus nuair ḟiafraiġeas de cad é an gnó a ḃí aige díot ba ḋóiċ leat go n-iosfaḋ sé mé.

T.—Go n-iṫig rud éigin é! Cá ḃfuil sé anois?

Bás.—D' ḟágas é féin agus Crosc ag caint le ċéile. Ní deirim ná go ḃfuil sé ċugainn.

[Tig Crosc agus an duine uasal iasaċta isteaċ.]

Cad ba ġáḋ duit me ḃualaḋ, a Ċrosc! Ní raiḃ aon níḋ agam d'á ḋéanam as an sliġ ort.

C.—Féuċ, a Ṫaiḋg. Seo duine uasal agus tá gnó éigin aige díotsa.

[Ruiṫeas Taḋg leis féin.]

D. 1.—Cad 'tá air? Cad ċuige gur riṫ sé uaim?

C.—B' ḟéidir dá neósfá an gnó atá agat dé gur ḃ'usaide duit dul ċum cainte leis. Fear mór-ċúramaim iseaḋ é agus ní ṫaitnean caint díoṁaoín leis. Inis dom cad é an gnó atá agat de agus leanfad é.

D. 1.—Sdó, d'airiġeas feirm ṫailiṁ do ḃeiṫ le díol aige laistiar de Ṁaġ Ċromṫa i mball éigin agus ṫánag feuċaint an ḃféadfinn an feirm do ċeanaċ.

C. [i n-árd a ċinn 's a ġuṫa].—A Ṫaiḋg!

T. [laistig].—Ná bí am' boḋraḋ! Cad tá uait?

C.—Tá duine uasal ansó agus ba ṁaiṫ leis roinnt cainte ḋéanaṁ leat.

T. [laistig].—Abair leis teaċt amáraċ. Tá ana ḃruid gnóṫa orm indiu.

C.—Cad deirir leis sin, a ḋuine uasail?

D. 1.—Imṫig isteaċ agus abair leis gur airíġeas go raiḃ feirm aige le díol agus gur maiṫ liom í ċeanaċ uaiḋ má ḟéadaim é.

[Imṫiġid Crosc agus Bás isteaċ.]

D. 1. [i n-aonar].—Seaḋ! seaḋ! seaḋ! [ag sgeartaḋ ar gáiriḃ]. Dar fiaḋ is dóiċ liom go ndéanfir an gnó, a Ṫaiḋg. Is dóċa gur ċeap sé gur ḃáile me. Ní'l aon ġráḋ dos na báiliḃ aige. Fan leat go fóil, a Ṫaiḋg, béiḋ spórt againn, geallaim

duit é. Ní ḟeadar an bḟuil puínn airgid sa tig aige. Is minic báilí i ndiaiġ ḋuine agus náċ duine gan airgead é. Is minic a ḃíodar go teiċ am ḋiaig féin agus an t-airgead am ṗóca agam. Na claiḋrí! Ní h-iongna liom gan aon ḃáiḋ a ḃeiṫ aige leó. Éist!

[Sgiúrdas amaċ. Tig beirt luċt airm isteaċ.]

An ċéad ḟear.—Ṫaḃarfinn an leaḃar go raiḃ sé anso.
An dara fear.—Má ḃí ní'l sé anois ann.
An ċéad ḟear.—Mar seo amaċ a ġaḃ sé. Téanam!

[Imṫiġid.]

---

## An Tríṁaḋ Noċtaḋ.

---

Tig Ṫaiḋg.

Taḋg Saor agus Crost agus Bás.

T.—Ambasa má's mar sin atá an sgéal aige ní deirim ná gurab amadán é. Is dóċa go bḟeacaiḋ sé an ḟógairt a cuireaḋ ins na páipéraiḃ i dtaoḃ na feirme. Imṫig ort siar, a Ḃáis, agus abair le h-Aṁlaoiḃ go bḟuil a léiṫéid anso agus go raġad-sa agus é féin siar ar maidin ag feuċaint na feirme. Abair leis gaċ aon rud do ḃeiṫ i dtreó ṁaiṫ aige rómainn. Má tá póca trom aige seo ġeaḃaiḋ sé éadtromúġaḋ sul a'mbeiriḋ an oiḋċe amárac air. Imṫig-se, a Ċroist, agus féuċ an bḟeicfá airís é agus taḃair ċugam isteaċ é.

[Imṫiġid Crost agus Bás.]

Is éaċtaċ an saoġal é. An t-amadán duine uasail seo agus a ḋá ḋóiṫin airgid aige agus ná féadfaḋ sé é ċoimeád. Feirm ṫailiṁ atá uaiḋ! Dá mbéaḋ an t-airgead agamsa geallaim duit nár ṁór liom dó an ḟeirm. Ḃéiḋ sé corṫa go maiṫ ḋi sul a' bḟaiġiḋ sé a ċuid féin airís airte!

[Tig an duine uasal iasaċta.]

Ó! míle fáilte rómat, a ḋuine uasail! Gaḃaim pardún agat! Gaiḃ mo leaṫsgéal. Tá oiread san le déanaṁ agam agus bíon oiread san daoine ag glaoḋaċ orm ó ṁaidin go h-oiḋċe náċ féidir dom teaċt ar iad go léir do ḟriotálaṁ.

D. 1.—Ná bíoḋ ceird ort, a ḋuine uasail. Is tu Taḋg Saor, measaim.

T.—Is mé ċeana.

D. 1.—Tá go maiṫ. Is tu a ḃí uaim. Tá feirm ṫailiṁ agat le díol tamal amaċ ó'n sráid seo. Ba ṁaiṫ liom í ċeanaċ uait. Ba ṁaiṫ liom dul agus í ḟeicsint ar dtúis. An bḟuil sí abfad as so? Nó cad é an treó 'na bḟuil sí?

T.—Tá sí suas le deiċ míle 'ḟliġ ar so. Ní'l aon deaḃraṁ fóġanta ar an dtráṫnóna. Ḃéaḋ sé ċóṁ maiṫ agat fanṁaint

anso go lá agus ansan d'ḟéadfimís araon bualaḋ siar ar ár socaraċt, ar maidin.

D. 1.—B'ḟéidir an ceart do ḃeiṫ agat. Aċt is deacair liom ḃeiṫ ag déanaṁ ceataíġe ḋuitse agus do d' ṁuíntir tíġe.

T.—Ná bíoḋ ceisd ort. [Go h-árd.] A Nóra!

Nóra.—Teaċt!

[Tig Nóra.]

T.—Córuíġṫear an rúṁ láir do'n duine uasal so. Fanfiḋ sé go lá. Faġaiḋ rud le n-iṫe ḋúinn. Caṫain a ḃeiḋ dínnéir olaṁ agat dúinn?

Nóra.—Ċoṁ luaṫ agus is féidir é.

T.—Téanam, a ḋuine uasail, agus taisbeánfad an t-sráid duit.

[Imṫigid.]

Nóra.—Aililiú! dínnér olaṁ,—duine uasal iasaċta,—an rúm láir,—fanfiḋ sé go lá.—Obair seaċtṁaine i n-aon leaṫ-uair a'ċluig aṁáin! Gurab é an mac malaċtain a ḃéarfiḋ na h-uaisle leis!

[Imṫiġear.]

## An Ceaṫraṁaḋ Noċtaḋ.

Tig Taiḋg.

[Taḋg agus an duine uasal iasaċta 'na suiġe ag bórd. Buidéil 'na n-aice, agus glainí. Iad ag imirt ċártaí. Stadas an D. 1. ag feuċaint suas ar an gclog.]

T.—Cómáin leat! Cad a ċíon tu sa ċlog san?

D. 1.—Cuirean sé i gcuiṁne ḋom rud greanṁar a imṫig orm tá suím bliaġanta ó ṡin ann. Clog mar é sin dísreaċ a ḃí ann. B'ḟéidir gurab é an clog céadna é! An fada atá sé agat?

T.—Tá sé ansan is dóċa le fiċe bliaġain.

D. 1.—Ní h-é an clog céadna é mar sin.

T.—Agus cad iad na míorḃuiltí a ḋéin an clog a deirir-se?

D. 1.—Ní raiḃ aon ṁíorḃuilt i n-aon ċor ann, aċt is maiṫ na ċúig ṗúint a ċailear mar ġeall air.

T.—Agus conus a ċailis an t-airgead mar ġeall air ċlog?

D. 1.—Is aṁlaiḋ a dúḃairt duine éigin ná féadfinn an port beag so do ċoimeád ar siúḃal ar feaḋ uair a' ċluig, ag freag-airt do ṫromán an ċloig, mar seo, feuċ—

"Anonn 's anall
A's tríd an aḃainn
A Ċaileaċ, a ṁarḃais mé!
A Ċaileaċ, a ṁarḃais mé!"

Ċomáinear liom ar feaḋ tamail agus ċeapas ná raiḃ aon ḃaġoal

ná go ḃfeadfainn é ḋéanaṁ. Ḃí an tromán ag ruaṫaḋ ċóṁ réiḋ díreaċ agus atá an tromán san. Aċt do cuireaḋ an geall, ċúig ṗúint an duine againn. Ṡocaruíġeas mé féin i gcaṫaoír ar áġaiḋ an ċluig amaċ agus ċromas ar ċóṁreaṁ—

"Anonn —— 's anall
A's tríd —— an aḃainn
A Ċaileaċ —— a ṁarḃaís mé!
A Ċaileaċ —— a ṁarḃaís mé!"

Uair an ċluig a ḃí orm an cóṁreaṁ do ċoimeád ar siuḃal agus gan aon ċor dó'n tromán do leigint uaim. Geallaim duit ná raiḃ céad luasgaḋ cóṁrigṫe agam nuair a ṡleaṁnuig luasgaḋ uaim os cóṁair mo ṡúl! Ní ḟeadar an saoġal cad d'imṫig orm. Geallaim go raiḃ maga fúm i dteanta an airgid do ḃeiṫ caillte agam. Ṫrialas go minic ó ṡin é agus dá mbeinn dá uair a'ċluig ag cóṁreaṁ ní ṡleaṁnóċ' aon luasgaḋ uaim. Níor ċuir aon rud riaṁ a leiṫéid d'iongna orm.

T.—Ní ḟeadarsa leis cad d'imṫig ort. Ní ḟeicim aon ġníoṁ ann ná féadfaḋ aoinne ḋéanaṁ go mbéaḋ aon ċruinneas i n-aon ċor ann.

D. 1.—Siné díreaċ a ċeapas féin sul ar ċuireas an geall.

T.—Cuirfiḋ mé geall leat go ndéanfad féin anois é.

D. 1.—Ó, ambasa ní ċuirfinn.

T.—Cad 'na ṫaoḃ? An aṁlaiḋ a ḃéaḋ díombáḋ ort a ráḋ go ndéanfinnse an rud a ṫeip ort féin?

D. 1.—Ní h-é sin é, aċt ḃéaḋ sé ċóṁ maiṫ agam mo láṁ do ċur isteaċ ad ṗóca agus do ċuid airgid go ġuid uait. Ní ḃéaḋ aon ḃreiṫ agat ar é ḋéanaṁ nuair a ḃéaḋ an geall síos.

T.—Cuirfiḋ mé deiċ púint leat go ndéanfad é.

D. 1.—Ní maiṫ liom do ċuid airgid do ṫógaint.

T.—Má ṫeipean orm ní mór liom duit é. Seo. Cuir do ḋeiċ púint ansan ar an mbórd i dteanta mo ḋeiċ bpúnt-sa.

D. 1.—Seo, má 'seaḋ, bíoḋ agat. Beaṫa duine a toil. Ḃí sé sa ṁargaḋ am aġaiḋ-se go bfeadfaḋ an fear eile fotram do ḋéanaṁ ar fuid an tiġe, ċum mearḃail do ċur orm, aċt ná bainfaḋ sé le m'beul.

T.—Tá go maiṫ. Déin-se do róġa fotram aċt gan baint le m'beul-sa.

[Socaruíġeas Taḋg é féin i gcaṫaoír ar aġaiḋ an ċluig amaċ.]

Tá an clog anois díreaċ ag ḋéanaṁ ar ḃualaḋ. Ċóṁ luaṫ agus ḃéiḋ buailte aige tosnóċad. Nuair a ḃuailfiḋ sé arís béiḋ an uair a' ċluig caiṫte agus is liomsa an t-airgead.

D. 1.—Tá go maiṫ.

[Buailean an clog agus luíġean Taḋg ar a ṗort.]

T.— "Anonn—'s anall
A's tríd—an aḃainn," ⁊c., ⁊c.

[Sgaoílear an duine uasal leis ar feadh tamail. Ansan díríġean sé ar ḟotram do ḋéanaṁ. Ar ball euluíġean sé lastiar de Ṫaḋg agus cuirean sé an fiċe púnt ċuige. Ansan osgalan sé borca anso agus cupúrd ansud —ag déanaṁ fotraim mar d'eaḋ,—aċt nuair ċíon sé aon níḋ fóġanta, éad-trom, cuirean sé ċuige é. Fé deire imṫíġean sé amaċ agus dúnan sé an dorus 'na ḋiaiḋ, le fotram mór.]

## AN CÚIGṀAḊ NOĊTAḊ.

An Piopa.

Bean Ṫaiḋg sa tsiopa, lastig de'n ċúntar. An duine uasal iaraċta lasmuiċ de'n ċúntar.

D. U.—Deirim leat go ḃfuil eagal orm go ḃfuil droċ níḋ éigin air!

B. T.—Ḋe, cad a ḃéaḋ air aċt gur dóċa gur ólḃúir araon breis a's búr ndóiṫin de'n ḃiotáile!

D. U.—Níor ólamair oiread san de. Ní'l aon ṁeirge orm-sa, mar a ċían tú, agus níor ól seisean aċt gaċ 're ndóig liom. Níor baineaḋ a leiṫéid de ġeit riaṁ asam! Tá sé ṫuas ar aġaiḋ an ċluig amaċ agus caint éigin ġreanṁar ar siúḃal aige. Tá sé 'ġá ċasaḋ le cailig éigin gur ṁairḃ sí é. Níor airíġeas a leiṫéid de ċaint riaṁ ar siúḃal ag aoinne agus é 'na ṁeaḃair ṡaoġalta. Ba ṁaiṫ liom go raġfá suas.

[Siúd suas í. Ní'l sí aḃfad ṫuas nuair a h-airiġtear an liú aici d'á ċur airti go truaġ-ṁéileaċ. Siúd suas na ḋiaiḋ a ḃfuil de ċailíniḃ agu sde ḃuaċailliḃ sa tig. Siúd an duine uasal ag cuardaċ agus ag cur ċuige.]

## AN SÉṀAḊ NOĊTAḊ.

Tig Ṫaiḋg.

[Taḋg díreaċ mar a raiḃ sé agus a ṗort an siúḃal aige. É ag suaṫaḋ a ċinn go breaġ réiḋ, ag freagairt do luasgaḋ an tromáin. Bean an tíġe sínte ar an úrlár i laige. Duine de na cailíniḃ, Nóra, ar a glúiniḃ, i n-aice na mná, a d'iaraiḋ í ṫaḃairt tar n-ais. Na buaċaillí ag féuċaint ar Ṫaḋg agus ná feadair siad cad is ṁaiṫ dóiḃ a ḋéanaṁ. Dá súil Ṫaiḋg ar an sclog agus a ṗort aige da ḟeint, gan suím i n-aon rud aige.]

Nóra.—Greada ċugaiḃ, a ṗaca amadán! An ḃfuil aon ṁeaḃair ag aoinne agaiḃ? Preabaḋ duine agaiḃ láiṫreaċ a d'iaraid an tsagairt agus duine eile agaiḃ a d'iaraid an doċ-túra!

[Siúd amaċ iad go léir. I gceann tamail seo isteaċ an sagart.]

Sag. [d'éis tamail do ṫaḃairt ag féuċaint ar Ṫaḋg agus ag éisteaċt leis an bport].—Cad é seo ort, a Ṫaiḋg?

T.—"Anonn—'s anall," ⁊c., ⁊c.

Sag.—An fada atá sé ar an gcuma san?

Nóra.—Ní ḟeadar, a Aṫair. Ḃí duine uasal iaraċta anso 'na ċeanta, agus níor airíġeas blúire go dtí gur ṫáinig bean

an tíġe ainíos agus gur ċuir sí liú aisti a raġaḋ tré d' ċroíḋe! Ó! Dia linn! Ní'l sí ag teaċt ċúiċi féin fós!

[Tig an doċtúir isteaċ agus casóg cuíṁriġṫe (a straight jacket) ar a baclainn aige.]

Doċt.—Haló! a Ṫaḋg, cad é seo ar siúḃal agat anois? Feuċ, a Nóra, tóg suas mar seo í. Siné!

[Osgalas an ḃean a súile agus cuirean sí liú eile aisti.]

Doċt.—Taisbeáin do ċuisle, a Ṫaiḋg.

[Sgaoíleas Taḋg an ċuisle leis.]

Cuir amaċ do ṫeanga.

[Croṫas Taḋg a ċeann gan stad d'á ṗort. Tagas an doctúir i n-a aice, lastiar dé. Leaṫan sé an ċasóg ar ṡlinneánaiḃ Ṫaḋg. Sleaṁnuíġean sé, go ḃreáġ réiḋ, láṁ le Taḋg isteaċ i muiniċle, agus an láṁ eile isteaċ sa ṁuiniċle eile. Filean sé an dá láiṁ ar uċt Ṫaiḋg. Tarraingean sé na muiniċlí fada trearsna an uċta agus siar trearsna an droma. Cuirean sé snaiḋm daingion ar na muiniċlíḃ. Taḋg i gcaiṫeaṁ na h-aimsire ag leanṁuint ar a ṗort, ċóṁ maiṫ agus dá mba ná béaḋ láiṫreaċ aċt é féin. Tarrangas an doċtúir téad as a ṗóca agus ceangalas Taḋg de'n ċaṫaoír go daingion. Bagras an doċtúir ar ċeaṫrar buaċailí. Tig beirt acu ar gaċ taoḃ de'n ċaṫaoir. Tógaid an ċaṫaoir agus Taḋg ó'n dtalaṁ agus tugaid aġaiḋ ar an ndorus.]

T.—Ó! Greadaḋ ċugaiḃ, a ṗaca gan ċial! Sin fiċe púnt caílte agam mar ġeall oraiḃ.

[Feuċaid go léir ar a ċéile. Leigid anuas an ċaṫaoir. Feuċas Taḋg ar an mbord.]

Ciacu agaiḃ a ṫóg an t-airgead a ḃí ar an mbord?

[Leaṫaid a súile orṫa go léir.]

Feuċ airiú a ḋoċtúir, bog díom an rud so. Ná bíoḋ ceisd ort. Tá mo ċial agus mo ṁeaḃair agamsa ċóṁ maiṫ agus atá agat féin.—Aċt ní dóiċ liom go ḃfuil, áṁ. Is dóiċ liom go ḃfuil gníoṁ leanabaíḋe déanta agam.

[Ruiṫeas cailín isteaċ.]

Cail.—Ó! Dia linn! Táimid creaċta. Tá borsa an tsiopa ar leaṫaḋ agus an t-airgead imiġṫe!

[Ruiṫeas cailín eile isteaċ.]

An dara cail.—Ní'l aon ġlas sa tig ná fuil briste agus ní'l aon rud d'ḟéadfaḋ imṫeaċt ná fuil imṫiġṫe.

Nóra.—Agus feuċ airiú! Siné an cupúrd ar osgailt! Is doċa, a Ṫaiḋg, go ḃfuil mo ṫuarasdal, a ṫugas le coimeád duit, imṫiġṫe leis!

Taḋg.—Dar fiaḋ, má tá, a Nóra, leanfad an biṫeaṁnaċ úd agus cuirfead solus an lae tré n-a ṗlaosg!

[Tig isteaċ Crost agus Bás agus an beirt luċt airm agus an duine uasal iasaċta eatarṫa gabṫa.]

An sersgeant.—Feuċ, a Ṫaiḋg. An aiṫneóċá an t-airgead so? Tá deiċ puint de dílis agus an ċuid eile bréagaċ. Is

dóċa gur leatsa an méid atá dílis de. Is dóċa gur leat an mion-airgead so leis, agus na giúirléidí eile seo.

T.—Ambriaṫar ṁóide gur ṁeasas gur ḋuine uasal boċt simplíḋe é! Airiú conus a ṫánaḃúir suas leis? Seo, a Nóra. Siné do ċuid airgid agat. Taḃair do ḋuine éigin eile le coimeád é feasda. Airiú, a Ṡergeant, a' ċroíḋe 'stig, conus a fuarḃúir greim air?

An serg.—Sport anso a ċuir ar a ḃaluiṫe sinn. Tá sean-aiṫne againn air féin. Saunders is ainim do. Anall ó Lúndain a ṫáinig sé. Ní'l aon ḃiṫeamnaċ ṫall acu is oilte 'ná é. Tá luċt cuardaig na caṫarach 'na ḋiaiḋ le fada agus teipiṫe orṫa teaċt suas leis. Geallaim duit go mbéiḋ fáilte ṫall roimis agus ár dtuarasdal go maiṫ ḋúinne.

Nóra [go searḃ agus go fíoċṁar].—Duine uasal iasaċta!—an rúm láir do!—a ḋóiṫin le n-iṫe a's le n-ól do!—agus fanfiḋ sé go lá! Greasaḋ ċúgat, a ċuirpṫig! Is maiṫ a ḃí a fios agam ná raiḃ aon ṁianaċ ḟóganta ionat. Is mór an sásaṁ aigne orm a fios a ḃeiṫ agam go ḃfuil rúm láir olaṁ duit—agus go ḃfanfir ann go lá!

Serg.—Fanfiḋ, a Nóra, agus ḋá lá—an dá lá 's 'n faid ṁairfiḋ sé!

Nóra.—Buiḋċas mór le Dia!

(Brat anuas.)

CRÍOĊ.

---

## DIRECTIONS.

THE character of Tadhg Saor has two elements in it. He is by nature a bold, upright, honest man. Contact with the trickery of the world and with "unmerciful disaster, following fast and following faster," have surrounded his true nature with an incrustation of low roguery. The result is that he imagines himself a clever fellow, whereas he can be easily cheated. The native honesty of his nature will not give the roguery fair play.

The person who is to act Tadhg should study that point well and get into the spirit of the character.

This double element should show constantly throughout the piece. But it should shine out in the final scene, where my clever fellow realises how completely he has been humbugged, exactly when he thought he was humbugging the other fellow. No verbal direction can teach an actor how to bring this out. He must feel the thing for himself.

The "duine uasal iasachta" is easier in some ways and more difficult in other ways. It is not a compound like Tadhg. It is villainy unmixed. But it is thoroughly polished villainy. There is no hesitation at a crime. There is no whimpering when caught. But there is a splendid mask, a mask of the most apparently real ingenuousness. You can see the honesty of the man's heart in his very eyes, in his face, in his voice. You can see through him, in fact. This mask is never laid aside. Even in the last scene he wears it steadily. He is perfectly unmoved, perfectly firm, perfectly calm. He looks everyone in the face most *honestly*.

There is nothing difficult in the other characters. P. O'L.

Irish Wheelman Printing W rks, Dublin.

"Tuiġim agus ní léiġim,
Aċ tuigean fear léiġinn leaṫ-ḟocal."

## The Léiġean Éirean Series.

EDITED BY NORMA BORTHWICK.

---

**No. 1.**

# Aesop a ṫáinig go h-Éirinn

# I

ÆSOP'S FABLES IN IRISH—PART I.

BY THE REV. PETER O'LEARY, P.P.

*(Second Edition).*

---

**Dublin:**

THE IRISH BOOK COMPANY,
35 UPPER O'CONNELL STREET.
1902.

# AESOP

## a ṫáinig go h-Éirinn.

Gréagaċ dob' eaḋ Aesop. Rugaḋ é tímpal sé ċeud bliaḋain roiṁ Ċríost. Daor dob' eaḋ é. Do ṁair sé le linn Sólóin, an t-ollaṁ dlíġe ba mó d'á raiḃ ar Ġreugaiḃ. D'inseaḋ sé na fabail mar ḟoluíḋí, ċum cómairle a leasa taḃairt do ríġṫiḃ agus do ċóṁaċtaiḃ na h-aimsire sin. Táid na fabail ċeudna d'á n-insint ó ḟoin anuas i dteangṫaċaiḃ agus i n-urlaḃraiḃ an doṁain. Táṫar 'ġá n-insint anois anso i nGaoluinn ḃreaġ ḃlasta ḃinn.

## 1.—An Frog agus an Mada Ruaḋ.

Ṫáinig frog mór buiḋe-ḃreac aníos as an loċ agus do ṡuiġ sé ar an bport agus ċuir sé fógra amaċ, 'ġá ráḋ gur ḃ'árd-liaġ agus go raiḃ leiġeas gaċ galair aige. Ṫánadar na h-ainṁiġṫe léir fá ḋéin an leiġis. Ḃí an mada ruaḋ ann. D'ḟeuċ sé an bfrog. Nuair ċonaic sé an t-ainṁiġe beag suarac do sé drannġáire air.

"Airiú greadaḋ ċúgat!" ar seisean, "má tá an t-eólus go léir agat sé mar ḟógrais dúinn, náċ mór an iongna ná mirean tu beagán dé ar do ċorpáinín féin. Ní'l aoinne anso indiú is mí-ċúmṫa 'ná tu. Agus ċeapfá a ċur 'na luiġe orainn go bfuilir ábalta ar ár ngearánta go léir do leiġeas. Ṫuit tonóisg beag amaċ dóṁ-sa agus baineaḋ an t-earball díom. Ċeapas, nuair airíġeas an ḟógairt seo uait-se, go mb'ḟéidir go gcurfá earball i n' ineaḋ orm. Ní feicim, áṁ, go bfuil earball ort féin. Preit! a ḋuine, cá ḃ'ḟios dod' leiṫéid-se cad a bainean le h-earball!" Agus ṫug sé a ċúl air go mí-ċeadtaċ agus d'imṫiġ sé. Do lean an ċuid eile é agus iad go bréan díoḃ féin.

An Múineaḋ.

An t-é ná féadan a ġnó féin do ḋéanaṁ is deacair a ráḋ go bféadfaiḋ sé gnó an fir ṫall do ḋéanaṁ.

"Do ġnó féin déin, a ḋuine,
Ná bac mo ġnó; ná mise."

# ÆSOP'S FABLES
## IN IRISH.

### TRANSLATION.

Æsop was a Greek. He was born about 600 B.C. He was a slave. He lived in the time of Solon, the greatest of Greek law-givers. He used to recite the Fables as illustrations for the purpose of giving sound advice to the kings and governments of that time. The same Fables have been repeated from that time to this in [all] the languages and modes of speech of the world. [We] are telling them now here in fine sweet musical Irish.

### 1.—THE FROG AND THE FOX.

A big frog, with yellow spots upon him, came up out of a pond and sat upon the bank, and he gave public notice that he was a great physician, and that he could cure every complaint.

All the animals came expecting to get cured. The fox was among them. When he saw the miserable little animal he gave a snarling laugh.

"Aroo, confound you!" said he. "If you have all that knowledge of which you have given us notice, is it not a great wonder that you do not apply a little of it to your own little body. There is no one here to-day more mis-shapen than you. And you would mean to persuade *us* that you are able to cure all our complaints. A little accident happened to myself by which I lost my tail. I thought when I heard this advertisement of yours that perhaps you would supply me with a tail instead of it. But I do not see that you have a tail yourself. Nonsense, man! What does the like of *you* know about a tail!"

Whereupon he turned his back upon him in high ill-humour, and went away. The rest followed him thoroughly disgusted with themselves.

MORAL.

It is hard to expect that a person who is not able to do his own business will be able to do another person's business.

"Sir, your own work pray pursue,
Pass mine by, and myself too.

## 2.—An Coileaċ agus an Mada Ruaḋ.

Maidin ḃreaġ ṡamraiḋ do ṫárla go raiḃ mada ruaḋ ag siúḃal go ciúin agus go h-aicilliġe, i gcóṁgar do ċró na gcearc. Is réiḋ a ṫógaḋ sé na cosa agus is réiḋe 'ná san a leigeaḋ sé féi iad. Dá ḟeaḃas aire a ṫug sé dóiḃ níor ḃ'ḟada gur ċuir sé cos acu sa n-innil a cuireaḋ sa n-áit d'aon ġnó ċum beirṫa air. Ḃí an coileaċ 'na ṡeasaṁ anáirde ar an gcró. Do ċonaic sé cad a ṫuit amaċ agus an cruaḋ-ċás 'na raiḃ an mada ruaḋ.

"Ó! a ċoiliġ an ċroiḋe 'stiġ!" arsan mada ruaḋ, "tar agus bog díom an rud so nó is geár go mbéiḋ mé gan ċos. Tá ioscad ġaoil agam leat. Tar agus fuasgail mé. Díolfad an cóṁar leat uair éigin."

Níor ḋein an coileaċ aċt imṫeaċt láiṫreaċ agus an scéal d'ínsint d'ḟear an tíġe. Ṫáinig seisean agus cleiṫ aige agus do ṁairḃ sé an mada ruaḋ.

An Múineaḋ.

Truaġ don ċuirpṫeaċ! Mo ṫruaġ-sa an t-é go ḃfuil san aige. Díolfaiḋ sé as an uair is luġa ḃéiḋ cuinne aige.

## 3.—An Giorḟiaḋ agus an Gealún.

Do rug fiolar ar ġiorḟiaḋ. Ḃí sé 'ġá ṁille agus 'ġá ṫnáṫaḋ. Ḃí gealún ar sgairt ag féuċaint orṫa. "Cá ḃfuil do ċosa?" arsan gealún. "Cad 'na ṫaoḃ ná ruiṫean tu uaiḋ? Dá mbéinn-se ad ċás——." Ní raiḃ sé d' uain aige a ṫuille do ráḋ. Do sguab seaḃac ċum siúḃail é.

"A!" arsan giorḟiaḋ, "is minic airiġeas gur maiṫ an t-iománaiḋe an t-é a ḃíon ar an gclaiḋ."

An Múineaḋ.

An t-é ḃéiḋ ag faire ar ġnó an ḟir ṫall taḃarfaiḋ sé failliġe 'na ġnó féin. Ná taḃair cóṁairle cóṁgaraċ neaṁċongantaċ uait nó tiocfaiḋ sí aḃaile ċúgat uair éigin.

## 2.—THE COCK AND THE FOX.

One fine summer's morning it happened that a fox was walking noiselessly and cautiously near the hen-roost. He used to raise his feet ever so gently, and he used to put them down still more gently. Notwithstanding all the care which he took of those feet, he soon put one of them into the trap which had been placed there on set purpose in order to catch him. The cock was standing on the top of the hen-roost. He saw what happened, and the jeopardy in which the fox was.

"O! cock, beloved of my heart within!" said the fox, "come and loosen this thing off me, or else I shall be soon without a foot. I am related to you. Come and release me. I will return you the compliment some time."

What the cock did was to go at once and tell the man of the house. *He* came with a big stick and killed the fox.

MORAL.

Compassion for the villain! I pity the man who shows it. He will suffer for it when he least expects it.

---

## 3.—THE HARE AND THE SPARROW.

An eagle caught a hare. He was torturing it and worrying it. A sparrow was on a hedge looking at them. "Where are your legs?" said he. "Why don't you run from him? If I were in your position——" He had not time to say any more. A hawk swept him off.

"Ah!" said the hare, "I have often heard that the man on the fence is a good hurler."

MORAL.

The man who will be watching another's business will neglect his own business. Don't insult a person with your useless advice when he wants the help which you either cannot or will not give. It will recoil on you some time

## 4.—An Ḟuiseóg agus a h-Ál.

Ḃí fuiseóg agus nead aici i ngort. D'imṫiġeaḋ sí amaċ gaċ lá ag soláṫar do'n ál beag a ḃí sa nid aici. Lá d'á raiḃ sí amuiċ ṫáinig fear an ġuirt agus a ṁac agus d'airig na h-éin ḃeaga ag caint iad. "Ar airíġir, a ṁic ó," arsan fear; "tá an gort so aibig. Ní foláir é ḃaint. Imṫig agus bailig na cóṁarsain agus bíḋír anso agat ar maidin amáraċ go mbaineam é."

Nuair ṫáinig an ḟuiseóg aḃaile d'inis na h-éin ḃeaga ḋí cad dúḃairt an fear, "agus cad ḋéanfam!" ar siad. "Marḃóċar sinn!"

"Ní baoġal daoiḃ," ar sise. D'imṫiġ sí lá'r na ṁáraċ ag soláṫar mar an gcéadna.

Ṫáinig an fear agus a ṁac ċum an arḃair do ḃaint aċt níor ṫáinig aon ċóṁarsa, agus nuair ná táinig aon ċongnaṁ níor ḋeineadar aon obair. D'ḟanadar go h-eadarṫa ag feiṫeaṁ. Ansan dúḃairt an t-aṫair:—

"Is beag an tairḃe ḃeiṫ ag feiṫeaṁ leó so," ar seisean. "Imṫiġ ag triall ar ár ndaoíne muíntearṫa agus bíḋír anso agat ar maidin go mbaineam an ṗáirc seo."

Ṫáinig an ḟuiseóg aḃaile agus d'inis na h-éin ḃeaga an ċaint sin ḋí, agus sgeón ionta. "Glacaig ḃúr suaiṁneas," ar sise. "Ní'l baoġal orainn."

D'imṫiġ sí arís ar maidin ag soláṫar. Ṫáinig an fear agus a ṁac, aċt níor ṫáinig aon duine muíntearṫa. D'ḟan an ḃeirt ag feiṫeaṁ go h-eadarṫa agus 'na ḋiaiġ.

Ansan do laḃair an t-aṫair. "Is aṁlaiḋ mar atá an sgeul, a ṁic ó," ar seisean, "caiṫfam féin an obair do ḋéanaṁ. Dá dtosnuíġmís ar maidin inné ḃéaḋ a ḟorṁór déanta againn um an dtaca so. Aċt is feár déanaiġe 'ná ró ḋéanaiġe. Téanam aḃaile anois go raġam a ċodla i n-am agus béam anso ar eirġe laé ar maidin agus bainfam féin an gort."

Ṫáinig an ḟuiseóg aḃaile. "Cad dúḃraḋ indiu?" ar sise. "Dúḃairt an fear," ar siad, "go mbéaḋ sé féin agus a ṁac anso ar eirġe laé ar maidin agus go mbainfiḋís féin an gort."

"Ambasa, a ċlann ó," ar sisé, "ní foláir dúinn ḃeiṫ ag gluaiseaċt. Bainfar an gort amáraċ."

An Múineaḋ.

An t-é ḃéiḋ ag braṫ ar an ḃfear ṫall ċum a ġnóṫa ḋéanaṁ, béiḋ an gnó gan déanaṁ aige.

## 4.—THE LARK AND HER YOUNG ONES.

A lark had a nest in a cornfield. She used to go out every day to provide for the little brood which she had in the nest. One day when she was out the owner of the field and his son came, and the small birds heard them talking. "Do you hear ! my son ?" said the man. "This cornfield is ripe. It must be reaped. Go and collect our neighbours, and have them here to-morrow morning, so that we may reap it."

When the lark came home the small birds told her what the man said. "And what shall we do ?" said they. "We shall be killed."

"There is no danger," said she, and she went off on the following day providing also.

The man and his son came to cut down the corn, but no neighbour came, and as any help did not come, they did not do any work. They waited until milking-time. Then the father said :

"It is little good to be waiting for these fellows. Go to our friends, and have them here in the morning, till we reap this field."

The lark came home, and the small birds told her that speech, and they were in a fright. "Make your minds easy," said she. "We are in no danger."

She went off again in the morning to provide. The man and his son came, but no friend came. The pair waited until milking-time, and after it.

Then the father spoke. "It is how the case stands, my son," said he, "we shall have to do the work ourselves. Had we begun at it on yesterday morning, we would have the greater part of it done by this time. But, better late than too late. Come along home now, that we may go to bed in time, and be here at daybreak in the morning, and reap the cornfield ourselves."

The lark came home. "What did they say to-day ?" said she. "The man said," said they, "that himself and his son would be here at daybreak, and that they would reap the field themselves."

"Begor, my dear children," said she, "we must be moving. The field will be reaped to-morrow."

MORAL.

The man who will be depending on other people to do his business will have the business undone.

## 5.—AN T-ASAL AGUS AN BIA.

Ḃí asal agus ḃí cireán ar a ṁuin, agus ḃí an cireán lán de bia ṁaiṫ, i gcóir na ḃfear a ḃí ag obair sa ġort ar an dtaoḃ ṫall de'n ḃaile. Ag cur an ḃóṫair dé do'n asal, do ċonaic sé feóċadán breáġ glas borb i leiṫ taoiḃ an ḃóṫair, agus ċrom sé ar é d'iṫe. Nuair a ċuaiḋ blas cúṁrṫa an ḟeóċadáin suas 'na ċogansac do ḋein sé a ṁacṫnaṁ mar seo.

"Is greannṁar an scéal é," ar seisean. "Is ioṁḋa bia fóġanta agam sa ċireán so ṫiar ar mo ṁuin, agus is mór é dúil na ḃfear ann. Aċt am briaṫar go mb'ḟeár liom féin an feóċadán so 'ná é."

An Múineaḋ.

"Gaċ aoinne a's a ṁeón féin aige."

"Beaṫa ḋuine a ṫoil<br>Dá mb' ag gaḃáil d'á ṫóin sa loċ!"

## 6.—NA MAĊTÍRÍ AGUS NA CAOÍRE.

Ḃíodar na maċtírí agus na caoíre aḃfad i gcogaḋ le ċéile. Fé ḋeire d'iarradar sos cóṁraic ar a ċéile le h-ionċas go ndéanfí síoṫċáin. Dob' éigean géill do ṫaḃairt ó gaċ taoḃ go ndéanfí an sos coṁraic do ṡeasaṁ. Dúḃradar na maċtírí, na caoíre do ṫaḃairt na ngaḋar uaṫa, agus go dtaḃarfidís féin a gcoileáin uaṫa. Do deineaḋ mar sin.

Ar ball, nuair ċonacadar na coileáin na caoíre 'na dtímpal agus gan tuairisg ar a máiṫreaċaiḃ féin, ċromadar ar ġlamuíol agus ar ġol go truaġṁéileaċ. D'airiġ na máiṫreaċa gol na gcoileán. "O!" ar siad, "táid na caoíre úd ag marḃaḋ ár gcoileán! Tá an sos cóṁraic brisde!" Agus síúd amearsg na gcaorac iad, 'ġá marḃaḋ agus 'ġá n-iṫe, mar ní raiḃ aon ġaḋar anois ag na caoíre boċta.

An Múineaḋ.

Glac cóṁairle ód' naṁaid—aċt feuċ náċ cóṁairle ar maiṫ leis féin í.

## 5.—THE ASS AND THE FOOD.

There was an ass who had a basket on his back, and the basket (was) full of good victuals for the men who were working in the cornfield at the other side of the townland. As the ass pursued his way he saw a fine green rich thistle growing at the side of the road, and he proceeded to eat it. When the taste of the thistle got up into the back part of his palate he made his reflection in this way:

"It is a curious fact," said he, "there is a lot of good food in this basket which is behind upon my back, and great is the desire of the men for it. Now, upon my word, I would prefer this thistle to it."

MORAL.

"Every man to his taste."

"The indulgence of a man's 'sweet will' is the life of him, even though that indulgence were to consist in his sitting in a pool of water to amuse himself."

*I do not think there is in the whole range of human proverb lore anything to match the mixture of fun and irony which this Irish proverb expresses.*

---

## 6.—THE WOLVES AND THE SHEEP.

The wolves and the sheep were at war with each other for a long time. At last both sides asked for a cessation of hostilities, with the hope that peace might be made. Each side had to give hostages for the observance of the truce. The wolves proposed that the sheep should give up their dogs, and that they themselves should give up their whelps. That arrangement was adopted. By and by, when the whelps saw the sheep around them and no trace of their mothers, they began to howl and to cry most piteously. The mothers heard the crying of the whelps. "Oh!" said they, "those sheep are killing our whelps! The armistice is broken." And in they rushed among the sheep, killing them and eating them, for the poor sheep had no dogs this time.

MORAL.

Take an advice from your enemy, but take care that it is not an advice for his own good.

# 7.—An León agus na Ċeiṫre Tairḃ.

---

Ḃí ċeiṫre tairḃ ar ínse ag inníor. Ḃí cion acu ar a ċéile agus d'ḟanadar coitċianta i n-aice a ċéile. Ḃí león ar ċaraig ag faire orṫa agus mian mairtḟeóla air. Ḃí a ḟios aige, dá dtugaḋ sé fé ċeann acu do ṁarḃaḋ go gcuirfaḋ an ċuid eile na h-aḋarca láiṫreaċ ann agus go marḃóċaidís é. Ḃí sé i gcruaḋ ċás feuċaint cad ba ṁaiṫ ḋó ḋéanaṁ.

Fé ḋeire do ċuiṁnig sé ar ṡliġ 'na dtiocfaḋ sé orṫa. Do ġluais sé ar measg na gcómharsan agus ċrom sé ar uisge fé ṫalaṁ do ḋéanaṁ ameasg na dtarḃ. Dúḃairt sé i gcogar leis an mada ruaḋ gur airiġ sé an tarḃ ceannḟion 'ġá ráḋ gur ṫarḃ gan ṁaiṫ an tarḃ druimḟion. Dúḃairt sé leis an meaig gur airiġ sé an tarḃ donn 'ġá ráḋ gur ḃiṫeaṁnaċ an tarḃ ceannḟion. Dúḃairt sé leis an ḃfiaċ nduḃ gur airiġ sé an tarḃ duḃ 'ġá ráḋ go raiḃ an tarḃ donn ar tí an tairḃ ċeannḟinn do ṁarḃaḋ.

Ḃá ġeár go raiḃ an mada ruaḋ ar an ínse, 'na ṡuíġe ar ṫúrtóig, agus an fiaċ duḃ tamal uaiḋ anonn, ar ġéig fuinseóige agus iad 'ġá insint d'á ċéile cad dúḃairt an león. Ḃí an meaig ag imṫeaċt ó ḋrom tairḃ go drom tairḃ eile agus é ag sgeaṫaireaċt.

“Cad tá ag an mbeirt úd ṫall d'á ráḋ?” arsa tarḃ de'n ċeaṫrar, i gcogar, leis an meaig. Ba ġeár go raiḃ an ċogarnaċ go léir inste ḋóiḃ ag an meaig. D'inis sé an sgéal i gcogar do gaċ tarḃ fé leiṫ sa tímpal.

Ar sain amaċ do ṫáinig droċ iontaoiḃ ag an gceaṫrar ar a ċéile. Ċuireadar suas de laḃairt le ċéile aċt go h-anaṁ agus go cosantaċ. I ndiaiḋ ar ndiaiḋ do ḋruideadar ó ċéile. Fé ḋeire d'imṫiġeadar a' raḋarc a ċéile.

Ansan do ṫáinig an león orṫa, agus do ṁairḃ sé iad agus d'iṫ sé iad ar a ṡástaċt, 'na gceann a's 'na gceann.

## An Múineaḋ.

Ní neart go cur le ċéile.

Ní laige go sgaipe.

“Tá duine ann is measa 'ná an t-áirseóir, fíor na Croise idir sinn a's é! 'Sé sin an tiúrsgalóir.”

Éire i bpáirt—Éire ar lár.

## 7.—THE LION AND THE FOUR BULLS.

There were four bulls grazing on an inch. They were fond of each other, and they stayed always near each other. There was a lion on a rock watching them, and he was very anxious for beef. He knew that if he were to try to kill one of them the others would at once put the horns in him and kill him. He was in a fix to see what was best for him to do. (*Lit.*, what was good for him to do.)

At last he thought of a way in which he might get at them. He went among the neighbours, and he began to make mischief among the bulls. He said in a whisper to the fox that he heard the white-headed bull say that the white-backed bull was a worthless bull. He told the magpie that he heard the brown bull say that the white-headed bull was a thief. He told the raven that he heard the black bull say that the brown bull was determined to kill the white-headed bull.

Soon the fox was on the inch, sitting on a túrtóg, and the raven at a little distance from him, on a limb of an ash tree, and they were telling each other what the lion had said. The magpie was going from the back of one bull to the back of another, chattering.

"What are those two yonder saying?" said one of the four bulls, in a whisper, to the magpie. Soon the magpie had all the whispering told to them. He told the story in a whisper to each bull in the round, separately.

From that out the four conceived a distrust of each other. They ceased to talk to each other, except seldom, and in a very guarded manner. Gradually they drew away from one another. At last they went out of sight of each other.

Then the lion came at them, and he killed them, and he devoured them at his ease, one by one.

Moral.

There is no real strength without unity.

The essence of weakness is disunion.

There is one who is worse than the devil, the sign of the Cross between us and him! That person is the meddling busybody.

"Erin in partnership—Erin laid low."

(The proverb means that when the Government of the country is shared in by two or more governors they will be sure to fall out, and the result to the country will be disastrous.)

## 8.—NA FROGANA A' LORG RÍĠ.

Ḃí loċ breáġ mór fairsing i lár maċaire, agus é lán ó ṫaoḃ taoḃ d'ḟroganaiḃ. Frogana breáġṫa sleaṁne beaṫuiġṫe b' eaḋ iad. Ḃí cuid acu mór agus cuid acu beag, cuid acu óg agus cuid acu críona, cuid acu buíḋe agus cuid acu crón. Aċt beag agus mór dóiḃ, buíḋe agus crón dóiḃ, óg agus críona dóiḃ, ní raiḃ oiread agus aon ḟrog aṁáin acu go raiḃ buairt ná brón ná easba sláinte air. Ní raiḃ de ġnó ná d' obair ná de ċúram orṫa, ó ṁaidin go h-oíḋċe aċt beiṫ ag snáṁ anonn 's anall tríd an uisge, nó ag caiṫeaṁ trí léim táiliúra de ḋruim aċéile, nó 'gá n-iomlosg féin sa ġlóṫaig. Dar leó níor deineaḋ ceól síġe riaṁ ba ḃreáġṫa 'ná an ceól a bíoḋ acu agus iad ag crónán agus ag cnádán agus ag cneadaig, mór ṫímpal an loċa. Do cluintí an dórd seaċt n-acra ó'n loċ, i dtreó, nuair ḃíoḋ an mada ruaḋ nó an giorḟiaḋ ag teaċt aḃaile ó'n ḃfiaḋaċ go sta-daidís tamal ag éisteaċt leis an ḃfoġar mbreáġ.

Dá ḟeaḃas a ḃí an saoġal acu ní raḃdar sásta. Ṫuigeadar na n-aigne go raiḃ aon easnaṁ aṁáin orṫa agus ná raiḃ maiṫ ar biṫ i n-aon níḋ d'á raiḃ acu muna leiġisfí an t-easnaṁ san dóiḃ.

B'é easnaṁ é sin 'ná iad do ḃeiṫ gan ríġ os a gcionn. "Is truaġ," ar siad, "gan ríġ uasal os ár gcionn, agus é 'na ṡuiġe 'na ċaṫaoír ríoga, agus a ċoróinn ríoga ar a ċeann aige, agus é ag déanaṁ dliġṫe agus riaġalṫa dúinn!"

Isé Iupiter do ḋéineaḋ agus do ḃriseaḋ ríġṫe sa n-am san. Ṫiomáineadar teaċtaireaċt ag triall ar Iupiter 'gá iaraiḋ air ríġ ṫaḃairt dóiḃ. "Imṫig," arsa Iupiter le n-a ġiolla, "agus taḃair ríġ dóiḃ siúd." "Cad é an ríġ a ṫaḃarfad dóiḃ?" arsan giolla. "Déanfaiḋ sail ṁaiṫ ṁór ġiúise a ngnó," arsa Iupiter.

D'imṫig an giolla agus d'aimsiġ sé sail ṁór ġiúise agus ṫug sé leis í agus ċaiṫ sé ċúca isteaċ í, i lár an loċa. Nuair ṫuit an tsail sa loċ do steallaḋ an t-uisge sa spéir agus do baineaḋ a leiṫéid sin de ġeit as na froganaiḃ gur ṡáḋadar iad féin d'aon tráḋ aṁáin síos ins a' draoiḃ a ḃí i mbun an loċa, agus ná raiḃ gíocs ná míocs asta go ceann aḃfad.

Fé ḋeire, nuair nár airiġeadar a ṫuille fotraim, do ṫóg frog acu a ċeann agus d'ḟeuċ sé suas. Ḃí an tsail ansúd sínte ar bár uisge agus gan cor ná leid aici dá ċur di. Do ġlaoiḋ an frog san láiṫreaċ ar an gcuid eile. "Éirig," ar seisean, "agus téanam go ḃfeiceam an ríġ!"

D'eiríġdar, go maol agus go moḋṁail ar dtúis. Ṫánadar go réiḋ i dtreó na saile. Do ṡnáṁdar 'na tímpal agus fan a dá ṫaoḃ síos agus suas. Ansan do ṡnáṁdar treasna fúiṫi anonn agus anall. Níor ċuir sí cor di, níḋ náċ iongna. Ba ġeár gur ċuadar i ndánaċt. Ba ġeár gur léim frog acu anáirde

## 8.—THE FROGS LOOKING FOR A KING.

There was a fine, big, broad lake in the middle of a plain, and it was full from side to side of frogs. They were fine, sleek, well-fed frogs. Some of them were big, and some of them were little; some of them young, and some of them old; some of them yellow, and some of them nut-brown. But, big and little as they were, yellow and nut-brown as they were, young and old as they were, there was not as much as one frog of them who was suffering from grief, nor from sorrow, nor from want of health. There was neither business, nor work, nor care upon them from morning until night but to be swimming over and hither through the water, or to be playing at leap-frog, (*lit.*, to be throwing a tailor's three jumps over each other), or rolling themselves in the slime. They were of opinion that no fairy music was ever made which was finer than the music they made with their croaking and rumbling and grunting all round the lake. The harmonious sound used to be heard seven acres away from the pond, so that when the fox or the hare used to be coming home from the hunt they used to stop for a while listening to the splendid sound.

Though well off they were, they were not satisfied. They felt that they suffered from one want, and unless that want was remedied for them, all the good things they had were useless.

The want which they felt was that they had not a king over them. "It is a pity," said they, "that we have not a noble king over us, who would be sitting upon his throne with his royal crown upon his head, and he making laws and rules for us."

It is Jupiter that used to make and break kings at that time. They despatched a message to Jupiter, asking him to give them a king. "Go," said Jupiter to his servant, "and give those fellows a king." "What king shall I give them?" said the servant. "A good, big pine-log will answer for them," said Jupiter. The servant went, and procured a large pine-log, and he brought it, and flung it to them into the middle of the pond. When the log fell into the pond the water was pitched up into the air, and such a start was taken out of the frogs that they stuck themselves down at one drive into the mud which was in the bottom of the pond, and that there was not *geeks* nor *meeks* out of them for a long time.

At last, as they did not hear any more noise, one frog raised his head, and looked upwards. The log was there stretched on the surface of the water, not stirring nor moving. That frog at once called the others. "Arise ye," said he, "and come to see the king."

They arose very diffidently and very gently at first. They came slowly in the direction of the log. They swam around it

uirṫi. Ba ġeárr go rabdar anáirde uirṫi 'na ḃfriċidiḃ. Níor ċuir sise cor ḋí.

"Aċ!" ar siad, "ní'l sa ríġ seo aċt ríġ gan ṁaiṫ!"

Ṫiomáineadar teaċtaireaċt eile ag triall ar Iupiter 'ġá iaraiḋ air ríġ do ċur ċúċa "go mbéaḋ gníoṁ ann."

"Imṫig," arsa Iupiter le n-a ġiolla, "agus tabair dóiḃ siúd ríġ go mbéiḋ gníoṁ ann."

D'imṫig an giolla agus ṫug sé leis aṫair níṁe, ársaċtaiḋe do ṗéist ṁór ċraosaċ, agus ċaiṫ sé sa loċ ċúċa an ṗiast. Ní túisge ṫuirling an ṗiast sa loċ 'ná ġluais sí i ndiaiġ na bfrogana 'ġá n-iṫe ar a ḋíċċioll.

Do liúġdar ar Iupiter an ṗiast do ṫógáilt uaṫa. "B'ḟéidir," arsa Iupiter, "dá olcas é go dtiocfaḋ ríġ ba ṁeasa 'ná é 'na ḋiaiġ ċúġaiḃ."

"A!" ar siad. "Is truaġ ċráiḋte nár ḟanamair mar ḃí againn ar dtúis. Is maiṫ is cuiṁin linn a ḟeaḃas a ḃí an saoġal againn!"

"An t-é ná béiḋ ciall aige béiḋ cuiṁne aige," arsa Iupiter leó.

---

## 9.—AN MAC AGUS A ṀÁṪAIR.

Ḃí an mac ar sgoil agus ġoid sé leaḃar ó sgoláire eile. Nuair ṫáinig sé aḃaile agus an leaḃar aige is aṁlaiḋ a ṁol an ṁáṫair an gníoṁ a ḃí déanta aige. Ba ġeárr gur ġoid sé tuille agus má ġoid do ṁol sí níor ṡeár é.

Fé mar a neartuiġ sé sa n-aois do ċruaiḋ sé sa ġaduiġeaċt agus ṫug sé a lán neiṫe ba ḋaoire 'ná a ċéile ċum a ṁáṫar.

Fé ḋeire do rugaḋ air agus do daoraḋ ċum a ċroċta é. Ḃí sé ṫuas ar an gcroiċ agus an teud fé n-a ṁuineál. Ḃí a ṁáṫair 'na seasaṁ ag bun na croiċe agus í ag gol.

D'iar sé ar an luċt coimeádta leigint dó focal do labairt léi. Do leigeaḋ anáirde í. Do ċrom sé a ċeann ċum a cluaise mar ḃéaḋ sé ċum cogair a ṫaḃairt ḋí. I n-a ionad san is aṁlaiḋ a rug sé ar ċluais uirṫi le n-a ḟiacalaiḃ. Do ḃain sé an ċluas ó'n gceann ḋí!

Do sgread a raiḃ láiṫreaċ le gráin ar a leiṫéid de ġníoṁ ag mac d'á ḋeanaṁ ar a ṁáṫair agus é ag dul ċum báis.

"Stadaig, a ḋaoine maiṫa," ar seisean. "Cé is dóiċ liḃ a ṫug ċum na croiċe seo mise?" ar seisean. "Sin í ansan í," ar seisean. "Dá ngaḃaḋ sí orm go maiṫ le slait an lá a ġuideas an leaḃar ní ġuidfinn a ṫuille agus ní ḃéinn anso anois."

An Múineaḋ.

Tosaċ an uilc ise is usa do ċosg.
"Nuair ċruaḋan an tslat is deacair í ṡníoṁ."
"Ní ḃíon an raṫ aċt mar a mbíon an smaċt."

and along its two sides, up and down. Then they swam across backward and forward underneath it. The log did not move, of course. It was not long until they got bolder. Soon one frog jumped up on it. Soon they were up on it in scores. *It* did not move.

"Pshaw!" said they, "this king is but a good-for-nothing king."

They despatched another message to Jupiter, asking him to send them a king *that would have some action in him.*

"Go," said Jupiter to his servant, "and give those fellows a king that *will have some action in him.*"

The servant went, and brought with him a venomous snake—a monster of a big, voracious reptile, and he flung the monster to them into the pond. No sooner did the monster alight in the water than it rushed after the frogs, devouring them as fast as it could. They screamed to Jupiter to take away the snake from them. "Perhaps," said Jupiter, "bad as he is, a worse king than he might come after him to ye."

"Ah!" said they, "it is a torturing pity that we did not remain as we were at first. Well do we remember how well off we were."

"The person who will not have *sense* will have *remembrance,*" said Jupiter to them.

---

## 9.—THE SON AND HIS MOTHER.

The son was at school, and he stole a book from another scholar. When he came home, having the book, it was how the mother praised the act he had done. It was a short time till he stole more, and if he did, she praised him still better. According as he strengthened in years he hardened in the thieving, and he brought to his mother a lot of things, each more precious than the other.

At last he was caught, and he was condemned to be hanged. He was up on the gallows, and the rope was around his neck. His mother was standing at the foot of the gallows crying. He asked the guard to let him speak to her. She was allowed up. He bent his head towards her ear as if he wanted to whisper to her. Instead of that it was how he took hold of her ear with his teeth. He took the ear from the head off her!

All who were present screamed with horror at such an act, done by a son to his mother and he going to die.

"Stop, my good people," said he. "Who do you think it was," said he, "that brought me to this gallows? There she is," said he. "If she had beaten me well with a rod the day I stole the book I would not have stolen any more, and I would not be here now."

MORAL

The beginning of the evil is the easiest to check.
"When the sapling grows strong it is a difficult thing to twist it."
"Bend the twig and bend the tree."
"It is only where discipline is that the blessing is."

# NOTES.

1. Buiḋe-ḃreac, yellow-speckled, *i.e.*, with yellow spots upon him; cf., breac-ḟliuċ, having wet patches. Lá breac-ḟliuċ, a day which is *brokenly* wet. Breac-solus, a mixture of light and darkness which sometimes appears at dawn. 'Gá ráḋ, to say. Ag often expresses a purpose very beautifully. Táim ag dul ar an aonaċ ag ceannaċ bó, I am going to the fair *for the purpose* of buying a cow. Imrean tú, you bring into play; exercise. A ċur 'na luiġe orainn, to lay it upon us, *i.e.*, to put it upon our minds, to impress upon us. Preit! a ḋuine, tut, tut! man. Míċeadtaċ, highly indignant. Bréan díoḃ féin, the deceit which had been practised upon them *stank* in their own nostrils. An t-é. He (who). The one (who). Nom. absolute. Quite common.

2. Aicillíġe, having a light gentle touch. Beir go h-aicillíġe air, catch it gently. (A cat's touch, or a cat's step, is the best example of this quality). D' aon ġnó, for that special purpose. Is d'aon ġnó atáim, I am only joking, *i.e.*, I am acting for the special purpose of having fun at you. An ċroiḋe istiġ, of *my* heart within. *The Irish definite article is often equivalent to the possessive pronoun.* Gan ċos, wanting a leg. Gan cos, *would mean* without *any* leg. Ioscad, the knee joint: a degree of kindred. Díolfad an cóṁar leat, I'll return you the compliment.

3. Tnáṫaḋ, worrying to death. Táim tnáite, I am fairly done up. "Ag tnáṫaḋ na druinge tuaiḋ." "Hacking the people in the North to death." Ní raiḃ sé d' uain aige, he had not it of time, *i.e.*, he had not time to. Cóṁairle ċóṁgaraċ neaṁċongantaċ, an advice that does not cost you much and that gives no help, and that only serves to exasperate.

4. Agus nead aici, *who* had a nest. Agus *is frequently equivalent to an English relative.* Lá d'á raiḃ sí amuiċ. *Lit.*, one day *of those* she was out. D'á raiḃ = de a raiḃ. Ar airíġis! d' you hear! An airíġean tu, *is also used frequently.* Glacaiġ bur suaiṁneas, let ye take your ease, *i.e.*, keep quiet. Is aṁlaiḋ mar atá an sgéal, it is how the case is; *i.e.*, the fact of the matter is this. Um an dtaca so, at this point of time, *i.e.*, by this time. Ag braṫ ar an ḃfear ṫall, depending on the stranger; *i.e.*, depending on other people. Ag braṫ air, expecting. Ag braṫ air go mbeiḋ an lá amáraċ tirm, expecting that to-morrow will be dry. *The* air *is proleptic.*

5. I gcóir na ḃfear, *for* the men. *This* cóir *is an entirely different word from* cóṁair. Tá sé 'na ċóir, it is in store for him. Tá sé os a ċóṁair, it is before his face. Cogansaċ, the back part of the palate and the regions around the upper jaw teeth, where the after-taste of a thing is felt.

6. Sos cóṁraic, a ceasing of the fight. Sos ar an ḃfearṫainn, a cessation of the rain. Le h-ionċas, with the prospect. Ionċas, *literally means*, likelihood *or* expectation. Na caoíre do ṫaḃairt, that the sheep should give.

7. Ag inníor, grazing. Dá dtugaḋ sé féi, if he were to try. Taḃair féi, attempt it. *Lit.*, give under it, *i.e.*, UNDERTAKE it. Uirse sé ṫalaṁ do ḋeanaṁ, to hatch mischief. (*Quite common*). Turtóg, a little lump of turf with grass growing on it. Ċuireadar suas de laḃairt, they gave up speaking. Ċuireadar suas do laḃairt, they refused to speak. Go cosantaċ, in a defensive manner. 'Na gceann a's 'na gceann, one by one. Tiúrsgalóir, a busy-body, a tale-bearer.

8. A' lorg, ag lorg, looking out for. Ar lorg, searching for something that has been lost. *Lit.*, on the trail of. Beaṫuiġṫe, fat, well fed. Crón, nut brown. (The colour of strong tea is called crón.) Beag agus mór dóiḃ, small and big *as they were.* Iomlosg, rolling, *as a pig does in mud.* Glóṫaċ, any viscous matter. Dórd, a strong deep sound. Fógar, a blending of strong deep sounds. B'é easnaṁ é sin 'ná, that want was nothing else than. Ar a ċeann aige, having on his head. *When* aige *is added in clauses of this sort it adds the idea of possession.* Sáḋ, a dart or plunge. Draoíḃ, wet mud. Gíocs ná míocs, a mere sound phrase to signify that they did not utter the slightest sound. It is a very common phrase. Go ceann aḃfad, for a long while. Cor ná leid, a stir nor a move. Maol, shy. Gráinne ṁaol, Gráinne the bashful. Fan, along. *It is a substantive in the Irish and governs the genitive.* Aṫair niṁe, a serpent. Áraċtaíḋe, any voracious animal, especially a beast of prey. Craosaċ, having enormous swallowing power. Mar ḃí againn, as we had, *i.e.*, as we were. Fan mar atá agat, stay as you are. A feaḃas, its goodness, *i.e.*, how good.

9. Gaduiġeaċt, thieving. Neiṫe ba ḋaoíre 'ná ċéile, things which were dearer than each other, *i.e.*, each dearer than the previous one. Do daoraḋ é, he was convicted, *or* condemned. Croċ, a gallows. Fé n-a ṁuineal, around his neck—there we do not say, fé n-a ṁuineal aige, because it was not his desire that it should be there. Gráin, horror and disgust together. Dá ngaḃaḋ sí orm, if she were to beat me, *i.e.*, had she beaten me.